# Ag Séideaḋ agus ag Iṫe



An t-Aṫair Peadar Ua Laoġaire
Canónaċ, S.P.
do sgríoḃ

An t-Aṫair Risteárd Pléimeann, Ph.D.
do ċuir i n-eagar

Brún agus Ó Nualláin, Teor.
i mBaile Áṫa Cliaṫ i mBéal Feirste
i gCorcaiġ i bPortláirge

# AG SÉIDEAḊ AGUS AG IṪE

AN T-AṪAIR PEADAR UA LAOĠAIRE
CANÓNAĊ, S.P.
do sgríoḃ

AN T-AṪAIR RISTEÁRD PLÉIMEANN, Ph.D.
do ċuir i n-eagar

BRÚN AGUS Ó NUALLÁIN, TEOR.
I mBaile Áṫa Cliaṫ :: I mBéal Feirste
I gCorcaiġ :: I bPortláirge.

# PREFACE

Of the stories in this book Canon O'Leary writes: "It was at home at Liscarrigane that I heard the 'Bí-se ag séideaḋ an ḟaid a ḃéad-sa ag iṫe', and it was my mother that told it to me. It expresses the cool impudence of people who want another person to be the slave and to fast, while they themselves do nothing but eat.

"It was my mother also that told me the story about the Trí leaṫpinní, a long time before I ever entered Maynooth.

"I was told the story 'Prioc mé agus beiḋ spórt againn' at home at Liscarrigane, on some occasion when I came home from Maynooth on vacation.

"It was when I was on the mission at Rathcormac, over forty years ago, that I heard the story of 'Neirḃis'."

Canon O'Leary himself is one of the actors in the little stories Dliġe an tSoluis and Dliġe na n-Uḃ.

Sliaḃ na mBan ḃFionn, Canon O'Leary says, was told to him and to some other children between sixty and seventy years ago by Máire Ruaḋ, the mother of Peig, the narrator of Séadna.

Part of the scene of the story 'Ċa-ċa-ċa-ċailleas é' is laid in Canon O'Leary's grandfather's house.

Miss Norma Borthwick is mainly responsible for the notes; and Father Gerald O'Nolan has given invaluable assistance in revising the final proofs.

Risteárd Pléimeann.

Ballingeary,
30th *July*, 1917.

## NOTE

Some slight differences of spelling which occurred in these stories have either been made uniform, or the variants have been given in the Vocabulary.

Stories Nos. 7, 8, and 9 are taken from Guaire, Canon O'Leary's modernization of the old tale, *Imtheacht na Trom-dhámhe*, edited by Conall Cearnaċ, whose valuable notes have been reproduced, with a few small additions.

N. B.

*At* Cargen,
Dumfries, Scotland.
*July*, 1917.

# Ag Séideaḋ agus ag Iṫe.

## 1.—Bí-se ag séideaḋ an ḟaid a ḃéad-sa ag iṫe.

Ḃí Máire agus Nóra 'n-a gcóṁnuiḋe i mbotáinín. Nuair a ḃíoḋ Máire breoite ṫugaḋ Nóra aire ḋi, agus nuair a ḃíoḋ Nóra breoite ṫugaḋ Máire aire ḋi.

Lá áiriṫe d'á rabadar 'ġá n-ollṁú féin ċun a mbrecfaist do ċaiteaṁ ḃí Nóra ag beiriú uisge i gcóir an tae. Do ṡleaṁnuiġ an citeal uaiṫi agus do doirteaḋ an t-uisge teiṫ ar a láiṁ, agus do loisgeaḋ an láṁ. Ḃí an láṁ ana ṫeinn. Nuair a ḃí sí ag iṫe a cuid ḃíḋ, ḃíoḋ sí a d'iarraiḋ ḃeiṫ ag séideaḋ ar an láiṁ ċun an teinnis do ṁaolú agus a d'iarraiḋ ḃeiṫ ag iṫe idir gaċ aon dá ṡéideaḋ. Ḃí an obair sin ag teip uirṫi. Fé ḋeireaḋ do labair sí. "Seo, a Ṁáire," ar sisi, "bí-se ag séideaḋ an ḟaid a ḃéad-sa ag iṫe!" agus do ṡín sí amaċ an láṁ ṫeinn ċun Máire.

Is minic a deintear rud de'n tsórd san i ngnóṫaib eile.

## 2.—Dliġe na n-Uḃ.

Ḃíos lá ṫiar sa tsean' áit, san áit 'n-ar rugaḋ agus 'n-ar tógaḋ mé. Ḃailiġ cuid des na cóṁarsain isteaċ nuair airiġeadar mé ḃeiṫ tagaiṫe. Ḃailiġdís isteaċ i gcóṁnuiḋe nuair airiġdís mé ḃeiṫ ann. Ḃíoḋ a lán cainte agus a lán spóirt againn, agus ní laḃraḋ aoinne aon focal Béarla an uair sin. Ḃíoḋ Beiṫí ann, beannaċt Dé le n-a h-anam! agus Seán, agus Peig, agus Diarmuid, agus ní túisge a ḃíoḋ sgéal beag éigin sultṁar innste ag duine 'ná mar a ḃíoḋ sgéal beag éigin ba sultṁaire 'ná é le h-innsint ag duine eile, i dtreó go ndeininn féin dóiṫin seaċtṁaine de ġáirí agus gur ḃ' ḟearrde mé é.

An lá so adeirim do ráinig go raiḃ blúire ḃiḋ againn 'á ċaiṫeaṁ. Ḃí beirt nó triúr leanḃ ag an mbórd, clann driṫár dom. Ḃí duine des na leanaiḃ agus Peadar ab ainim dó. Ḃí sé 'n-a ṡeasaṁ i n-aice a ṁáṫar, i n-aice mná mo ḋriotár. Ḃí sé timċeall oċt mbliaḋna d'aois an uair sin.

Ḃí uiḃe cearc ar an mbórd, agus ḃí dá uḃ iṫte agam-sa.

"Iṫ uḃ eile, a aṫair," arsa duine éigin.

"Ní iosfad," arsa mise, "ḃéaḋ sé i gcoinniḃ na dliġe."

"Cad é an dliġe?" arsa duine.

"An nóin ní lá trosgaiḋ an lá indiu," arsa duine eile.

"Béaḋ sé i gcoinniḃ dlíġe na n-uḃ," arsa mise.

"Andaiġ is fíor," arsa máṫair Ṗeadair.

"Cad é an sagas dlíġe é?" arsa cuid de'n ṁuintir óg. "Níor airiġeamair riaṁ a leiṫéid a ḃeiṫ ann. Níor airiġeamair riaṁ aon dlíġe ḃeiṫ i gcoinniḃ uḃ aċ dlíġe an trosgaiḋ. Cad é an dlíġe é, a aṫair?"

"Siḋé an dlíġe," arsa mise:—

"Uḃ—fíor ḋuinuasal;
Dá uḃ—duinuasal;
Trí h-uiḃe—bodaċ,
Ceiṫre h-uiḃe—feile-ḃodaċ!"

Do ṗléasg an ṁuintir nár airiġ an dlíġe sin riaṁ ar ġáirí. Do ġáir an ċuid eile i n-aonḟeaċt leó. Ḃí uḃ ag máṫair Ṗeadair óig 'á ḋ'iṫe. Ḃí a leaṫ iṫte aici. Nuair a ġáireadar go léir do ċuir sí an leaṫ-uḃ uaiṫi ar an gclár agus ġáir sí leó. Ba ṁaiṫ an ṁaise ag Peadar óg é, do ṡnap sé uaiṫi an leaṫ-uḃ agus, "Leaṫ-uḃ—beanuasal!" ar seisean, agus d'iṫ sé féin an leaṫ-uḃ.

"Ó," arsa gaċ aoinne, "tá aguisín curṫa leis an ndlíġe sin ag Peadar!"

Geallaim-se ḋaoiḃ, má ḃí sult agus spórt agus gáirí i dtaoḃ dlíġe na n-uḃ, go raiḃ sult agus spórt agus gáirí ba ṁó 'ná san mar ġeall ar an aguisín a ċuir Peadar óg leis.

## 3.—Dliġe an tSoluis.

"An ḃfuil aon dliġe eile agat, a aṫair?" ar siad go léir.

"Tá," arsa mise; "dliġe an tsoluis. Is dóċa gur airiġ cuid agaiḃ ċeana an dliġe sin."

"D'airiġeamair, a aṫair," arsa'n ṁuintir aosta. "Níor airiġeamair," arsa'n ṁuintir óg. "Innis dúinn é, a aṫair."

"Sidé dliġe an tsoluis," arsa mise:—

"Prátaí agus feóil—coinneal ṁúnla.
Prátaí agus bainne—coinneal túmṫa.
Prátaí agus salann—geaitire giúise."

Ḃí sult agus gáirí arís againn, go mór mór ó'n ṁuintir nár airiġ an dliġe sin riaṁ roimis sin.

## 4.—Trí Leaṫpinní.

Ḃí sgata buaċaillí óga tiar i dtiġ Ṫaiḋg na n-Ub lá. Ḃí Seán Ṁáire Ní Ṫuaṫaiġ ann, agus Seán ua h-Iarḟlaiṫe, agus triúr nó ceaṫrar eile. Ṡocaruiġeadar 'n-a n-aigne go gceannóċaidís paca cártaí agus go mbéaḋ cluiċe cártaí acu i dtiġ Ṫaiḋg anois agus arís, an fad a ḃéaḋ na h-oiḋċeanta fada ann. Ċuireadar síos trí leaṫpinní an duine acu ċun na gcártaí ċeannaċ. Do ceannuiġeaḋ na cártaí agus

ṫáinig an ċuideaċta an ċéad oíḋċe agus tosnuig an imirt. Ċuaiḋ gaċ aon rud ċun cinn go maiṫ ar feaḋ tamaill. Ḃí beirt ag breiṫ agus an ḃeirt eile ag cailleaṁaint. Ḃí ag dul d'á foiḋne ag duine de'n ḃeirt a ḃí ag cailleaṁaint. Do ḃris ar an ḃfoiḋne aige fé ḋeireaḋ.

"Tá calaois agat 'á ḋéanaṁ!" ar seisean le duine de'n ḃeirt eile.

"Ṫugais d'éiṫeaċ!" arsa'n fear eile.

"Ṫugais-se t'éiṫeaċ agus do ḋearg-éiṫeaċ!" arsa'n ċéad fear.

"Cuirfiḋ mé púnt airgid leat ná fuil aon ċalaois aige 'á ḋéanaṁ!" arsa duine de'n ḃeirt a ḃí ag breiṫ, agus tarraing sé nóta púint as a ṗóca agus ḃuail sé ar an mbórd é le foṫram.

"B'féidir," arsa'n tarna fear de'n ḃeirt a ḃí ag cailleaṁaint, "ná fuil nóta púint aige, gur nótaí móra atá aige. Cuirfead-sa nóta trí bpúnt leat-sa go ḃfuil an ceart aige!"

Do ċrom Seán Ṁáire Ní Ṫuaṫaig ar na cártaiḃ do ḃailiú ċuige fé mar a ḃéaḋ sé ċun iad do ṡuaṫaḋ agus do raint. Nuair a ḃíodar 'n-a láiṁ aige do ḋruid sé anonn ċun na teine agus ċuir sé isteaċ sa teine iad! Níor laḃair aoinne. Do las na cártaí agus do ḋóġaḋ iad. Ḃí gaċ aoinne ciúin. Tar éis tamaill do laḃair Seán ua h-Iarḟlaiṫe:—

"Seaḋ!" ar seisean. "Siniad ár dtrí leaṫṗinní imṫiġṫe gan aon ṁaiṫ go deó!"

## 5.—"NEIRḂIS."

Ḃí bean i Ráṫ Ċormaic agus ḃí tiġ tábairne aici. Ḃí beirt ṁac aici, Concuḃar agus Dóṁnall. Fear óg láidir ab eaḋ Concuḃar. Ḃí sé is dóċa ar an ḃfear ba ṫreise d'á raiḃ sa ṗaróiste. Ḃí táilliúir beag sa tsráid agus pirín ana ṡuarac, ana leiċte ab eaḋ é. Ḃí sé lom militeaċ tanaide i n' ḟéaċaint i dtreó gur dóiċ leat, dá ḃfeicfeá é, go dtuitfeaḋ an t-anam as sar a mbogfá do ṡúile de.

Ḃí a lán daoine bailiġṫe sa tiġ lá, agus iad ag ól. Ḃí an táilliúir ar a measg. D'eiriġ bruiġean eatarṫa. Do sprioc néal éigin an táilliúir. Do léim sé agus do rug sé ar ḃrollaċ casóige ar an ḃfear mór, ar Ċoncuḃar. Ḃí iongnaḋ ar an ḃfear mór cad a ḃí ag eirġe dó. Ṫáinig sgannraḋ ar an dtáilliúir nuair a ċonaic sé cé air go raiḃ greim aige. Ṫáinig creaṫán ann.

"A Ċoncuḃair," ar seisean agus an sgeón 'n-a ġlór, "má ḃuailim ṫu ná buail-se mise, mar tá neirḃis orm!"

Do ṗléasg Concuḃar ar ġáirí agus do ṗléasg gaċ aoinne a ḃí láiṫreaċ ar ġáirí. Ċóṁ luaṫ agus do leog an triṫeaṁ gáirí do Ċoncuḃar labairt, "Ṁuise go deiṁin féin, a ṫáilliúir," ar seisean, "má ḃuaileann tusa mise buailfead-sa an uile ḃlúire de'n neirḃis asat-sa amaċ, pé saġas ruda an neirḃis!"

Ḃí a leiṫéid sin de sport acu go léir ar an "neirḃis" gur stad an ḃruiġean.

## 6.—"PRIOC MÉ AGUS BEIḊ SPÓRT AGAINN!"

Timċeall ċeiṫre fiċid bliaḋan ó ṡin ḃí 'n-a ċóṁnuiḋe i gCarraig an Ime amadán gur ḃ'ainm dó Séamus. Ḃíoḋ áilteoirí garsún ag imirt air nuair a ġeiḃdís i n-aon áit poiblíḋe é.

Ṫáinig sagart iaraċta ċun na paróiste. Ḃí sé lá Doṁnaiġ ag tabairt Aifrinn uaiḋ i gCarraig an Ime. Do ṫárla go raiḃ Séamus sa pobul. I lár an Aifrinn do ṗrioc buaċaill éigin Séamus. Ċuir Séamus béic uaṫḃásaċ as. Ċrom gaċ aoinne a ċeann. I gceann tamaill do ṗrioc duine eile an t-amadán. Ċuir an t-amadán béic eile as ba ṫreise agus doḃ' aoirde 'ná an ċéad ḃéic. D'iompuiġ an sagart agus do laḃair sé. Ṫug sé agaiḋ ḃéil ar an bpobul go fíoċṁar agus go feargaċ. Do ċas sé leó an peacaḋ a ḃí acu 'á ḋéanaṁ le gan iad féin d'iompar istiġ i dtiġ Dé agus an t-Aifreann ar siubal. Nuair a ḃí a ċaint déanta aige d'iompuiġ sé arís ċun na h-altóraċ agus do lean sé ar an Aifreann. Ḃí gaċ aoinne ciúin. Ḃí náire ar an muintir a ḃíoḋ ag priocaḋ an amadáin. D'ḟéaċ an t-amadán 'na timċeall. Ní ḟéaċfaḋ aoinne air. Ḋruid sé anonn ċun duine des na buaċailliḃ agus ṫug sé sáḋ d'á ġualainn faoi. Níor ċuir an buaċaill blúire suime ann. Ḋruid sé ċun buaċalla eile agus ṗrioc sé é go maiṫ géar. Níor ċuir an buaċaill sin aon truim

ann aċ ċóṁ beag. Ḋruid sé ċun buaċalla eile agus tug sé cogar dó. "Greadaḋ ċuġat," ar seisean, "prioc mé, agus beiḋ spórt againn!" Níor leog an buaċaill sin air gur airiġ sé an cogar. Nuair a ṫeip ar Ṡéamus a ċur ḟiaċaint ar aoinne aon truim do ċur ann tóg sé a ċeann agus tug sé aġaiḋ ar an altóir, agus do laḃair sé go h-árd leis an sagart.

"Ḋe ṁaise, a aṫair," ar seisean, "le h-anman t'aṫar féin agus bain an ṁallaċt díoḃ so arís; ní laḃarfaiḋ aoinne acu liom!" agus ċrom sé ar gol.

Ansan do tuig an sagart cad é an saġas Séamus boċt.

## 7.—Dá Ġé.

Lánaṁa pósta a ḃí ag teaċt aḃaile ó ṫiġ an tsagairt. Connacadar dá éan ar páirc.

"Is breáġ an dá ġé iad san," arsa'n ḃean.

"Ní'l ann aċ aon ġé aṁáin," arsa'n fear.

"Deirim-se go ḃfuil dá ġé ann," arsa'n ḃean.

"Ní'l, go deiṁin, aċ aon ġé aṁáin," arsa'n fear.

Do leanadar ag áiteaṁ ar a ċéile. Do ċaiṫ an ḃean í féin ar an mbóṫar.

"Eiriġ," arsa'n fear, "agus téanam ort aḃaile."

"An bfuil an dá ġé ann?" ar sise.

"Ní'l," ar seisean, "aċ aon ġé aṁáin."

Dún sí a súile, agus do leig sí uirṫi beiṫ marḃ. D'imtiġ seisean agus tug sé leis a h-aṫair agus a máṫair. Do rugaḋ abaile an corp, mar 'ḋ eaḋ. Ṫáinig na cóṁarsain ċun an tórraiṁ. Amaċ san oiḋċe ṫáinig an fear ós cionn an ċuirp ag gol, mar 'ḋ eaḋ. Tug sé cogar di.

"Eirig as san," ar seisean, "agus bíoḋ ciall agat!"

"An bfuil an dá ġé ann?" ar sise.

"Ní'l," ar seisean, "aċ aon ġé aṁáin."

D'fan sí mar a raiḃ aici. Ġluais an tsoċraid ar maidin. Do tánatar ċun na roilge. Ḃí an uaiġ ar leaṫaḋ. Do léiġ an sagart na paidreaċa. Do cuireaḋ an cóṁra síos san uaiġ. Do caiṫeaḋ sluasaḋ cré anuas ar an gcóṁrainn. Do sgreaḋ an bean.—"A Ṫaidg! a Ṫaidg!" ar sise, "leig amaċ as so mé! Ní'l ann aċ aon ġé aṁáin nó dá ġé, pé 'cu is maiṫ leat-sa!" Do riṫ na daoine as an roilig. D'osgail an fear an cóṁra. Ṫóg sé aníos an bean agus í leaṫ-ṁúċta. Ċuir sí cúpla fanntais di. Ṫáinig sí ċuici féin. Ṫugadar agaid ar an mbaile. Ba ġearr go bfeacadar ar an bpáirc ċéadna an dá ġé ċéadna.

"Féaċ, a Ṫaidg!" ar sise, "aċ is cuma liom. Ó deirir-se ná fuil ann aċ aon ġé aṁáin, deirim-se ná fuil ann aċ aon ġé aṁáin."

"Aon ġé aṁáin," ar seisean—"agus aon ġandal aṁáin."

"Ó—Ó—Ó!" ar sise. Agus ó'n lá san go lá a ḃáis níor laḃair sé focal nár ġéill sí dó ann, pé 'cu ḃí an ceart aige nó ná raiḃ.

## 8.—CAḊ A ĊAM SRÓN FÍRÍN?

Ḃeirt sean-ḃan a ḃí 'n-a gcóṁnuiḋe i dá mbotán ḃeaga i n-aice 'céile, agus Méiḃín ab ainm do ṁnaoi acu, agus Murainn do'n ṁnaoi eile. Ḋein Murainn rud éigin nár taitn le Méiḃ. Ċeap Méiḃín é agairt uirṫi. Tagaḋ Méiḃín isteaċ ag triall ar Ṁurainn go minic, ċun ḃeiṫ ag caint. Téigeaḋ Murainn go minic isteaċ ag triall ar Ṁéiḃín ar an intinn gcéadna. Ḃí maidirín ag Méiḃ, agus Fírín ab ainm dó. Nuair a tagaḋ Méiḃ isteaċ i mbotán Ṁurainn, tagaḋ Fírín le n-a cois. Annsan ḃíoḋ Méiḃ ar taoḃ de'n teine, agus Murainn ar an dtaoḃ eile, agus Fírín eatorṫa 'n-a suiḋe ar lic an tinteáin 'gá goraḋ féin.

Lá, nuair a ḃí an fearg ar Ṁéiḃín, ṫáinig sí féin agus Fírín isteaċ i dtig Ṁurainn. Do ṡuiḋ sí ċun na teine ar aġaiḋ Ṁurainn anonn, agus do ṡuiḋ

Fírín ar an lic ar aġaiḋ na teine amaċ. Ḃí Méiḃ ag cur 's ag cúiteaṁ 'n-a h-aigne féaċaint conus a ċosnóċaḋ sí an t-aiġneas. Fé ḋeireaḋ d'féaċ sí ar srón an ṁaidirín, agus ṫug sí fé ndeara go raiḃ an tsrón cam.

"A Ṁurainn!" ar sise.

"Teaċt, a Ṁéiḃ," arsa Murainn.

"Cad a ċam srón Fírín?" arsa Méiḃ.

D'féaċ Murainn ar an srón. "Ní caime anois a srón 'ná mar a ḃí sí aon lá riaṁ aige," ar sise.

"Deirim-se go dtugais d'éiteaċ!" arsa Méiḃ.

"Deirim-se go dtugais-se t'éiteaċ!" arsa Murainn, "agus tú is fearr ċuige!"

Siúd i gcoċall a ċéile iad, ag sgreadaiġ, agus Fírín ag aṁsaraiġ. Ṫáinig bean isteaċ. Ġaiḃ sí páirt le duine acu. Ṫáinig bean eile isteaċ. Ġaiḃ sí páirt leis an mnaoi eile. Ḃailiġ na cóṁarsain go léir isteaċ. Gaċ duine, fé mar a ṫagaḋ, ġaḃaḋ sé páirt le duine éigin de'n ḃeirt. Ba ġearr go raiḃ an baile go léir ráiḋte sa ċoiṁsgar; leaṫ na ndaoine ar ṫaoḃ Ṁurainn, agus an leaṫ eile ar ṫaoḃ Ṁéiḃín. Tar éis roinnt aimsire ḃí an ṗaróiste go léir ráiḋte sa ḃruiġin. Do lean an coiṁsgar. Ní ṫagaḋ aonaċ ná margaḋ gan an dá ṫaoḃ ann ag éirġe ċun a ċéile, ag marḃaḋ a ċéile. Annsan, nuair fiafraiġeaḋ duine iasaċta éigin cad fé ndeár an ḃruiġean, "Cad a ċam srón Fírín" a tugtí mar freagra air.

## 9.—CNÓḊA SEASGA.

"Níor ḃ'é Firín a ḋein an ċéad aigneas riaṁ," arsa Seanaċán.

"Níor ḃ'é, a ríġ-ollaṁ," arsa Marḃán. "Cnóḋa seasga do ḋein an ċéad toirmeasg riaṁ."

"An ḃfuil 'fios agat-sa conus a ḋeineadar an toirmeasg?" arsa Seanaċán.

"Tá 'fios, a rí," arsa Marḃán. "Do ṫroid ḃeirt mar ġeall ar na cnóiḃ. Do ṁairḃ an ḃeirt a ċéile. Ar ball, nuair a h-osgalaḋ na cnóḋa do fuaraḋ folaṁ iad. Ní raiḃ ionnta aċ na plaoisg. Cnóḋa seasga ab eaḋ iad. Annsan duḃairt gaċ aoinne gur ḃaoṫ an gnó do'n ḃeirt a ċéile do ṁarḃaḋ mar ġeall ar ċnóiḃ seasga."

## 10.—SLIAḂ NA MḂAN ḂFIONN.

### I.

Fad ó, nuair a ḃí Fionn agus an Ḟiann i réim i nÉirinn, do ṫuit níḋ amaċ i dtaoḃ an ċnuic seo ar a dtugtar Sliaḃ na mḂan. Do tugaḋ cuid des na mnáiḃ óga ba ḃreaġṫa a ḃí le fáġail i nÉirinn an uair sin, agus do cuireaḋ isteaċ sa ċnoc san fé ḋraoiḋeaċt iad. Do deineaḋ síḋ-ḃrog áluinn istiġ sa ċnoc dóiḃ, agus

do cuireaḋ isteaċ sa tsíḋ-ḃrog san ċun cóṁnuiġṫe iad. Ba ṁar-a-ċéile ansan iad agus mná síḋe. Ní feicṫí iad aċ nuair ba ṁaiṫ leó iad féin do ṫais-beáint. D'fanadar istiġ sa ċnoc riaṁ ó ṡin, agus níor ċuadar i n-aois ná i bfuirḃṫeaċt le h-imṫeaċt aimsire. Taisbeánaid siad iad féin uaireanta, agus an t-é a ġeiḃeann radarc ar ṁnaoi acu ní ċuireann sé an radarc san as a ċuiṁne an ċuid eile d'á saoġal. As iad a ḃeiṫ 'ġá dtaisbeáint féin ar an gcuma san ó am go h-am, do tugaḋ "Sliaḃ na mBan bFionn" ar an sliaḃ. "Sliaḃ Feiṁin" an ainm a ḃí roimis sin air.

Taisbeánaḋ cuid des na h-"óg-ṁná finna" iad féin uaireanta ċun tairḃe ḋéanaṁ; aċ ní h-i gcóṁnuiḋe a ḋeiniḋís tairḃe. Uaireanta is díoḃáil a ḋeiniḋís. Dá mbeaḋ cailín áluinn óg ag éiriġe suas sa ċóṁarsanaċt, b'féidir go dtaisbeánfaḋ bean acu í féin do'n ċailín sin ċun í fuadaċ. Do béarfaí an cailín ċun siubail isteaċ i síḋ-ḃrog an ċnuic, agus do fágfaí agá muintir sa baile iarlis éigin seana ṁná a ḃéaḋ 'ġá gcráḋ agus 'ġá gciapaḋ ar feaḋ tamaill, agus ansan do ġeóḃaḋ bás.

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### II.

Do ṫárla, tamall mór éigin ó sin, gur deineaḋ beart de'n tsórd san i n-áit éigin ná raiḃ a-ḃfad ó'n gcnoc. Ḃí leanḃ ingine ag duinuasal a ḃí 'n-a ċóṁnuiḋe san áit. Ḃí an leanḃ ag déanaṁ amaċ ar ḃeiṫ dá ḃliaḋain déag d'aois, agus ḃí sí ċóṁ h-áluinn, ċóṁ ḃreaġ, ċóṁ dataṁail sin, gur ḃ'ar éigin féadaḋ aoinne a ċíoḋ í a súile tógaint di, agus aoinne a deireaḋ aon focal ag molaḋ a ḃreaġṫaċta go gcaiteaḋ sé seile uirti, i dtreó go mbeaḋ fuaṫ ag na daoine maiṫe di, agus nár ḃaoġal go mḃéarfaiḋís leó í. Ḃíoḋ árd fearg ar an leanḃ féin nuair a caitṫí na seilí uirti, agus níor ḃ'iongnaḋ san.

Do ṁol seana-ḃean éigin í lá agus dein sí dearṁad de'n tseile ċaiṫeaṁ uirti. An lá céadna san do ċonnaic an leanḃ duine des na h-"óg-ṁná finna" ó'n sliaḃ. Do buaileaḋ breóiṫe an leanḃ. I gcionn suim laeṫanta ba léir do gaċ aoinne nár ḃ'í féin a ḃí sa leabaiḋ i n-aon ċor. Gur fuaduiġeaḋ an leanḃ, agus gur fágaḋ iarlis éigin gan ṁaiṫ 'n-a h-ionad. Tar éis roinnt aimsire fuair an iarlis bás. Ḃí uaigneas agus buairt agus brón ar gaċ aoinne, agus níor ḃ'fiú trácht ar an uaigneas ná ar an mbuairt a ḃí ar aoinne seaċas an ḃuairt a ḃí ar aṫair agus ar ṁáṫair an leinḃ. Ṫuigeadar gur ḃ'í a leanḃ féin, an ingean áluinn a ḃí acu agus go raiḃ a gcroiḋe greamuiġṫe

inti, gur b'í a ḃí tar éis báis. Aċ na daoine eólguis-eaċa tuirsgionaċa a ḃí ann, ḃí fios acu go maiṫ gur b'í an iarlis a ḃí tar éis báis, agus gur b'aṁlaiḋ a fuaduiġeaḋ an ingean áluinn.

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### III.

Ḃí bean 'n-a cóṁnuiḋe ag bun an tsléiḃe, ar an dtaoḃ ṫeas. Bean aḃrais a b'eaḋ í. Do cuirtí olann ċuici isteaċ ó'n dtír mór-timċeall, agus ḋeineaḋ sí an olann do ċíoraḋ agus do ġlanaḋ agus do slámaḋ agus do sníoṁ; agus nuair a ḃíoḋ an snáṫ toċraiste aici 'n-a ceirtlíniḃ deasa cruinne cruaḋa, ċuireaḋ sí a-baile é ag triall ar an muintir go mba leó é, agus do cuirtí ag triall ar an bfiġeadóir é, agus deintí bréid de. Ansan do ḋeineaḋ an táilliúir casóg de d'fear an tiġe, nó cóta mór, nó do ḋeineaḋ bean an tiġe clóca ḋi féin de; agus gaċ aoinne a ċíoḋ an ċasóg nua ar an bfear nó an clóca ar a ṁnaoi, deiridís: "Go mairir agus go gcaiṫir é!"

Uaireanta ḃíoḋ ní ba ṁó de'n olann ag an mnaoi aḃrais 'ná mar féadaḋ sí a ċíoraḋ agus a slámaḋ agus do sníoṁ i gcaiṫeaṁ an lae, agus b'féidir an ṁuintir go mba leó é 'gá fiafruiġe cad fé ndear

an rigneas. Ansan tugaḋ an ḃean aḃrais tamall ḋe'n oiḋċe ag obair agus solus áirneáin aici, a ḋ' iarraiḋ na h-oibre ḋéanaṁ agus a ḋ'iarraiḋ an rignis ḋo luiġeaḋú. Uaireanta, nuair a ḃíoḋ mórán aici le ḋéanaṁ agus an ġlaoḋaċ ró ḋian air, ḋ'ḟanaḋ sí cuiḋ ṁaiṫ ḋé'n oiḋċe ag áirneán.

## 10.—Sliaḃ na mban ḃfionn.

### IV.

Oiḋċe ḋ'á raiḃ sí ag áirneán ar an gcuma san agus an saoġal 'n-a gcoḋlaḋ, ḋ'airiġ sí mar ḃeaḋ ḋaoine ag teaċt ċun an ḋoruis ċuici. Ḋ'osgail an ḋorus, agus ḋo ḃuail ċuici an ḋorus isteaċ mórḟeisear ban agus ualaċ éigin iḋir a láṁaiḃ acu. Nuair ḟéaċ sí cruinn orṫa féin agus ar an ualaċ, ċonnaic sí gur bean ṁarḃ, nó bean a ḃí i laige, a ḃí acu 'á taḃairt leó eatarṫa. Ṫugaḋar isteaċ an ḃean, agus síneaḋar ar an urlár í. Ḋo ṗreab an ḃean aḃrais 'n-a suiḋe, agus ċaiṫ sí uaiṫi an obair.

“An marḃ atá an ḃean san?” ar sise leó.

“Ní h-eaḋ,” arsa ḋuine acu; “ní'l aċ iarraċt ḋe laige uirṫi.”

Ḋo ṗreab an ḃean aḃrais agus tug sí léi saġas éigin leiġseana a ḃí istiġ aici. Ċuireaḋar an ḃean a ḃí i

laige—ċuireadar i n-aice na teine í; agus pé doċtúireaċt a ḋein an ḃean aḃrais uirti níor ḃ'ḟada go dtáinig sí ċuici féin. Do ṫáinig sí ċuici féin i dtreo gur éiriġ sí aniar ar a caḃail. D'ól sí deoċ ó'n mnaoi aḃrais, agus d'iṫ sí roinnt bíḋ uaiṫi, aċ níor laḃair sí focal amaċ ar a béal. Do laḃair an ḃean aḃrais léi go minic an ḟaid a ḃí sí ag taḃairt an bíḋ di, aċ níor tugaḋ aon ḟreagra uirti. Nuair a ḃí sí tagaiṫe ċuici féin ar fad, agus a h-anál aici d'á ḟáġail go breaġ bog, duḃairt an ḃean aḃrais léi mar seo: "Sín anois go fóil, a 'nín ó, ar an leabaiḋ, agus tiocfaiḋ do neart duit." Do sín.

Ansan duḃairt duine de'n ṁórṡeisear leis an mnaoi aḃrais:

"A ḃean an ḃréidín, má's bréidín seo ar siuḃal agat,
Cíoram é, slámam é; aċ is fearr-de sinn congnaṁ fáġail."

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### V.

Le n-a linn sin do rug sí ar ċuid de'n olann, agus ḋíriġ sí ar an olann do ċíoraḋ agus do slámaḋ. Le linn an focail a ráḋ di, "Is fearr-de sinn congnaṁ fáġail," d'ḟéaċ sí ar mnaoi eile de'n ṁórṡeisear.

Do laḃair an ḃean san an ċaint ċéadna, 'sé sin:

"A ḃean an ḃréidín, má's bréidín seo ar siuḃal agat,
Cíoram é, slámam é; aċ is fearr-de sinn congnaṁ fáġail."

D'féaċ sise ar an gcuma gcéadna ar an dtríoṁaḋ ḃean. Duḃairt an tríoṁaḋ ḃean an dán céadna, 'sé sin:

"A ḃean an ḃréidín, má's bréidín seo ar siuḃal agat,
Cíoram é, slámam é; aċ is fearr-de sinn congnaṁ fáġail,"

agus d'féaċ sí ar an gceaṫramaḋ ḃean agus duḃairt an ceaṫramaḋ ḃean an ċaint ċéadna. Mar sin dóiḃ go dtí go raiḃ an mórḟeisear acu ar a ndíċeall, beirt acu ag cíoraḋ, agus beirt acu ag slámaḋ, agus duine acu ag sníoṁ, agus beirt acu ag toċrais, agus iad ag obair ar seól.

Ḃí an ḃean aḃrais ag féaċaint orṫa, agus ċonnaic sí an obair álainn a ḃí acu 'á ḋéanaṁ, agus ḃí áṫas uirṫi. Ċonnaic sí an t-ualaċ mór oibre a ḃí roimpi le déanaṁ, ċonnaic sí ag dul i luiġeaḋ é go tiuġ, agus na ceirṫlíní dearsa ag dul i líonṁaireaċt, agus ḃí áṫas mór uirṫi. Ċonnaic sí, leis, go raiḃ an obair 'á ḋéanaṁ ní b'fearr 'ná mar féadfaḋ sí féin é ḋéanaṁ, agus do ċuir san iongnaḋ uirṫi i dteannta an áṫais. Ḃí an cíoraḋ ní b'fearr, mar deineaḋ sé an olann ní ba ḃoige. Ḃí an slámaḋ ní b'fearr, mar deineaḋ sé

an olann ní ba réiḋe. Ḃí an snioṁ ní b'ḟearr, mar do ḋeineaḋ sé an snáṫ do réir a ċéile ar aon raiṁ-ḋeas, gan oiread agus aon ċasaḋ aṁáin ann ní ba ṁó ná ní ba luġa 'ná mar ba ċeart, gan sgruig ná snaiḋm air, gan caolú ná raṁrú air, aċ é go breaġ sleaṁain cóṁċaol cóṁtéagarta. Ḃí áṫas mór uirṫi agus í ag féaċaint ar an obair, mar ḃí fios aici caḋ é a ḟeaḃas a ṫaiṫnfeaḋ an snáṫ leis an muintir go mba leó é, nuair a ċífiḋís é.

Nuair a ḃí sí tamall ag féaċaint orṫa ar an gcuma san, ṫáinig miogarnaċ uirṫi, agus ṫuit a coḋlaḋ uirṫi go sáṁ.

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### VI.

Nuair a ḋúisiġ sí as a coḋlaḋ, ḃí sé 'n-a lá ġeal. Ċruinniġ sí a meaḃair, agus d'ḟéaċ sí 'n-a timċeall. Ní raiḃ duine ná daonaiḋe sa tiġ aċ í féin. Ḃí an ṁórḟeisear imṫiġṫe. D'ḟéaċ sí i dtreó na leapṫan. Ní raiḃ aoinne sa leabaiḋ. D'ḟéaċ sí i dtreó na h-áite gur ċeart an ċruaċ ṁór olla ḃeiṫ ann. Ní raiḃ aon ṗioc de'n olann ann, aċ ḃí cruaċ ḃreaġ ṁór ċeirṫlíní i n-ionad na h-olla. Ansan do ṫuig sí gur ḋein an ṁórḟeisear ban an obair go léir, agus nuair a ḃí an obair déanta acu gur imṫiġeadar agus iri

'n-a coḋlaḋ. Ag maċtnaṁ di air sin orṫa, agus 'gá dtaḃairt ċun a cuiṁne, do ṫuig sí 'n-a h-aigne ná feacaiḋ sí riaṁ 'n-a súiliḃ cinn mná ba ḃreaġṫa 'ná iad; aċ b'í an t-oċtṁaḋ bean, an ḃean a cuireaḋ sa leaḃaiḋ, an ḃean ba ḃreaġṫa ḋíoḃ go léir. D'féaċadar go léir, an ṁórfeisear, breaġ ṫar na beartaiḃ go dtí gur ċuiṁniġ sí i gceart ar an mnaoi a ṫug sí as an laige. Mná breaġṫa, mná fíor-ḃreaġṫa, a b'eaḋ an ṁórfeisear, dá mba ná beaḋ ann aċ iad. Aċ i n-aice na mná a ḃí sa leabaiḋ mná gránna a b'eaḋ iad.

Aċ cé'r ḃ'í an ḃean áluinn óg a ḃí sa leabaiḋ? Agus cad fé ndeara do'n lagaċar úd teaċt uirṫi? Agus cad fé ndeara ḋi gan aon focal do laḃairt? Nó cad a ṫug ann i n-aon ċor í? Níor ḋeaḃruiġ sí gur ḃain sí leis an gcuid eile acu. Ba ḋóiċ le duine orṫa gur ḃ'aṁlaiḋ a fuaradar lasmuiċ i n-áit éigin í, agus í sa ḃfanntais, agus gur ṫugadar leó isteaċ í ċun í ṫaḃairt as an ḃfanntais. Sin mar a ḃí an ḃean aḃrais ag maċtnaṁ ar an sgéal, agus é ag teip uirṫi tón ná ceann fáġail air. B'éigean di éirġe as.

## 10.—Sliaḃ na mBan ḃFionn.

### VII.

Do ṫárla, roinnt aimsire 'na ḋiaiḋ san, go raiḃ ualaċ mór olla aici arís le cíoraḋ agus le slámaḋ agus le sníoṁ agus le toċrais, go raiḃ eagal uirṫi ná tiocfaḋ léi go deó na h-aḃraisí ḃeiṫ ullaṁ i n-am aici do'n ṁuintir a ċuir ċuici iad. Ḃí lá ó ṁaidin caiṫte aici ag déanaṁ na h-oibre, agus ḃí éaċt de'n obair gan déanaṁ agus an oiḋċe ag tuitim. Ṫug sí léi solus árneáin, agus socaruiġ sí ar an oiḋċe ṫaḃairt ag obair. Do las sí an solus, agus ċrom sí ar an obair. Ní raiḃ sí a-ḃfaḋ ag obair nuair a h-osgalaḋ an doras, agus ḃuail ċuici isteaċ bean agus caipín a clóca amaċ ar a ceann aici. Ḋein sí suas ar an áit 'n-a raiḃ an ḃean aḃrais ag obair, agus sáiḋ sí a dá láiṁ san olann, agus

"A ḃean an ḃréidín, má's bréidín seo ar siuḃal agat,
Cíoram é, slámam é; is fearr-de sinn congnaṁ fágail,"

ar sisi. Ní raiḃ aċ an dán beag ráiḋte aici nuair a ḃuail an tarna bean isteaċ, agus sáiḋ sí an dá láiṁ sa n-olann, agus duḃairt sí an leaṫ-rann céadna. Níor ḃ'ḟada go raiḃ an ṁórseisear acu istiġ, agus na láṁa sáiḋte sa n-olann acu, agus iad ag obair go tiuġ. Ḃí fios ag an mnaoi aḃrais go maiṫ cé'r ḃ'iad a ḃí aici, agus ḃí áṫas mór uirṫi, mar ḃí fios aici nár

ḃ'ḟada go mbeaḋ an obair go léir déanta, agus déanta go maiṫ.

Ċomáineadar leó ag obair, go dtí go raiḃ an tslamaisc deirineaċ de'n olann 'n-a snáṫ, agus an snáṫ deirineaċ toċraiste ar an gceirtlín deirineaċ, agus an ceirtlín sin caiṫte ar an gcruaiċ ceirtlíní a ḃí fásta sa ċúinne.

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### VIII.

"Táim ana ḃuiḋeaċ díḃ, a uaisle," arsa'n ḃean aḃrais; "ní ḟios caṫain a ḃeaḋ an méid sin oibre déanta agam dá mbeaḋ orm é ḋéanaṁ am' aonar. Táim ana ḃuiḋeaċ díḃ, a uaisle!"

"Is ceart cóṁar do ḋíol, a ḃean ṁacánta," arsa'n ċéad ḃean a táinig isteaċ. "Ḋeinis-se ḋúinne an oiḋċe eile úd a ḃíomair anso níḋ ná raiḃ ar ár gcumas féin a ḋéanaṁ. Is é is luġa is gann dúinne teaċt agus an congnaṁ so ṫaḃairt duit-se. Ní ḟios ná go mb'ḟéidir go mbeaḋ gáḋ againn led' ċaḃair arís."

"Agus is é is luġa is gann dóṁ-sa caḃair a ṫaḃairt uaim pé uair a ḃeiḋ gáḋ leis an gcaḃair," arsa'n ḃean aḃrais.

D'éiriġeadar go léir, agus tarraingeadar caipíní a gclócaí anuas ar a gceannaċaiḃ, agus d'imṫiġeadar.

Do deineaḋ an obair ċóṁ maiṫ san gur tugaḋ fé ndeara ar fuaid na cóṁarsanaċta feaḃas na h-oibre, agus gur ṁéaduiġ ar an gcúram a cuirtí ar an mnaoi aḃrais sin. Ṫagaḋ an olann 'n-a beartaiḃ móra troma ag triall uirti. Nuair a ḃíoḋ an iomaḋ de'n obair aici le déanaṁ, agus gan ar a cumas teaċt air, pé díċeall a ḋéanfaḋ sí ná pé árneán a ḋéanfaḋ sí, ṫagaḋ an ṁórṡeisear agus ḋeinidís an obair di.

Fé ḋeire ṫáinig an t-am go raiḃ an leanḃ úd aduḃraḋ, go raiḃ sí ag dul ċun báis, agus an ḃuairt go léir ar a h-aṫair agus ar a ṁáṫair. Ansan ṫáinig an t-am 'n-a raiḃ daoine tuisgionaċa 'gá ráḋ nár ḃ'í an leanḃ féin a ḃí ann i n-aon ċor; gur fuaduiġeaḋ an leanḃ féin, agus ná raiḃ sa leabaiḋ ansúd aċ iarlis a fágaḋ ann nuair a fuaduiġeaḋ an leanḃ. Ansan ṫáinig an t-am agus fuair an iarlis bás.

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### IX.

An oiḋċe ċéadna a fuair an iarlis bás, ṫáinig an ṁórṡeisear isteaċ go dtí an ḃean aḃrais, agus cailín acu agus iad 'á h-iomċar eatarta, díreaċ mar a ḃí an ċéad uair úd.

“Tá gáḋ leo' ċabair againn, a ḃean ṁacánta,” arsa'n ċéaḋ ḃean ḋíoḃ a laḃraḋ i gcóṁnuiḋe.

Do ṗreab an ḃean aḃrair ċuca, agus tóg sí ar a bacalainn an cailín a ḃí, dar léi, marḃ nó i ḃfanntais ċóṁ trom san gur cuma é nó í ḃeiṫ marḃ gan méam inti. Ní túisge ḟéaċ sí uirṫi 'ná mar aiṫin sí í. An leanḃ a fuaḋuiġeaḋ is í a ḃí ann. Ní baoġal gur leig an ḃean aḃrair uirṫi gur aiṫin sí í. Tóg sí léi síos sa treómpa í agus sín sí ar a leabaiḋ féin í. Ċrom sí ar ḃeiṫ a d'iarraiḋ í ṫabairt as an ḃfanntais díreaċ mar a ḋein sí leis an gcéaḋ ċailín úḋ. Ḃí ruḋ aici go dtugtí biorán suain air. An t-é go sáḋfaí an biorán suain sin 'n-a ċeann, ṫiocfaḋ coḋlaḋ air a ḃeaḋ ana ċosṁail le bás, agus ní ṫiocfaḋ sé as an gcoḋlaḋ san go dtí go dtarrainġeófaí an biorán suain as a ċeann. Do ṡáiḋ an ḃean aḃrair an biorán suain i gceann an ċailín, aċ ḋein sí é a gan ḟios do'n ṁórṡeisear. Ḃí an ṁórṡeisear ag cíoraḋ agus ag slámaḋ agus ag sníoṁ, agus ḃí an ḃean aḃrair a d'iarraiḋ an ċailín do ṫabairt as an ḃfanntais, dar léi, agus ḃí an oiḋċe ag imṫeaċt.

Fé ḋeire ḃí an lá ag teaċt, agus ní raiḃ an cailín ag teaċt ċuici féin, ná aon ṗioc d'á ḋeaḃraṁ uirṫi go dtiocfaḋ sí ċuici féin go luaṫ. Ḃí an ṁórṡeisear ag cogarnaiġ go dian. I nḋeire na cogarnaiġe do laḃair an ċéaḋ ḃean acu do laḃraḋ i gcóṁnuiḋe.

“A ḃean an tiġe,” ar sisi, “ní foláir dúinne ḃeiṫ ag imṫeaċt. Taḃair-se aire ṁaiṫ do'n ċailín sin,

agus tiocfaimíd anso ċugat arís nuair a ṫiocfaiḋ an oiḋċe. Beiḋ sí tagaiṫe as an bfanntais um an dtaca san. Tabair aire ṁaiṫ ḋi, agus tabarfar do ṫuarasdal go maiṫ ḋuit."

"Déanfad, a uaisle," arsa'n bean aḃrais.

Ansan d'imṫiġeadar.

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### X.

Ṫáinig an lá. Ċóṁ luaṫ agus ḃí sé 'n-a lá ġeal do ṫarraing an bean aḃrais an biorán suain a' ceann an ċailín. Ṫáinig a meaḃair do'n ċailín láiṫreaċ, agus a ciall, agus d'éiriġ sí. D'aiṫin sí an bean aḃrais. D'innis sí do'n ṁnaoi aḃrais conus mar a tugaḋ deoċ éigin di a bain a meaḃair di agus ná feidir sí cá raiḃ sí as san amaċ, go dtí go dtáinig a meaḃair di agus í ar a leabaiḋ ag an mnaoi aḃrais.

Ṫug an bean aḃrais rud le n-iṫe agus le n-ól di. Ansan, ċóṁ luaṫ agus ḃí an biaḋ agus an deoċ caiṫte aici, agus í láidir a dóiṫin ċun gluaiste, ċuir sí clóca léi féin uirṫi, agus ċuir sí caipín an ċlóca amaċ ar a ceann, i dtreó ná féadfaḋ aoinne a h-aġaiḋ a ḋ'feisgint. Ansan do ḃuail an ḃeirt amaċ agus ṫánadar go tiġ muintire an ċailín. D'innis an bean aḃrais do'n aṫair agus do'n ṁáṫair an sgéal go léir tríd

sios. Ṫuigeadar ó go maiṫ. Ḃí áṫas ana ṁór orṫa, níḋ nár ḃ'iongnaḋ. Ḃíodar ana ḃuiḋeaċ de'n ṁnaoi aḃrais, agus duḃradar léi arís agus arís eile go nḋéanfaiḋís an beart a ḃí déanta aici ḋóiḃ do ċúiteaṁ léi.

Ṫáinig sí a-ḃaile, agus ḃí sí ag cur agus ag cúiteaṁ 'n-a h-aigne, féaċaint caḋ é an freagra taḃarfaḋ sí ar na mnáiḃ uaisle úḋ nuair a ṫiocfaiḋís. Níor ṁeas sí go raiḃ aon freagra a ḃ'fearr a ṫaḃairt orṫa 'ná a ráḋ leó go dtáinig an cailín ċuici féin as an bfanntais agus gur imṫiġ sí. Nuair a ṫáinig an oiḋċe ḃí sí ag faire ċúiċi agus ag feiteaṁ. D'imṫiġ tosaċ na h-oiḋċe, agus níor ṫánadar. Ḃí lár na h-oiḋċe ann agus iad gan teaċt. Ṫuit a codlaḋ uirṫi ar an dtínteán, aċ níor ṫánadar. Ṫáinig an lá agus níor ṫánadar. Ṫáinig an oiḋċe arís agus níor ṫánadar. D'imṫiġ lá, agus dá lá, agus seaċtṁain, agus mí, agus níor ṫánadar 'n-a goire. D'imṫiġ an ḃliaḋain. Duḃairt sí léi féin ná ṫiocfaiḋís a ṫuille.

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### XI.

Ḃí dá ḃliaḋain imṫiġṫe. Ḃí sí ag obair, agus ana ċruaċ olla aici le cíoraḋ agus le sláṁaḋ agus le sníoṁ. Ḃí an oiḋċe tar éis tuitim, agus ḃí an ċoinn-

eal áirneáin ar lasaḋ aici, agus í 'gá socarú féin ċun na h-oiḋċe ċaiṫeaṁ ag obair. Do tógaḋ an laiste agus do h-osgalaḋ an doras, agus ḃuail ċuici isteaċ an ċéad ḃean úd, agus caipín a clóca ar a ceann aici ċóṁ fada san amaċ nár féad an ḃean aḃrais a ḋ'feisgint aċ an dá súil,—aċ ḃí an dá súil sin ar lasaḋ go géar agus go h-aiḃiġ. Ḋein sí suas ar an olann agus sáiḋ sí a dá láiṁ ann, agus duḃairt sí:

"A ḃean an ḃréidín, má's bréidín seo ar siuḃal agat,
Cíoram é, slámam é; is fearr-de sinn congnaṁ fáġail."

Is ar éigin a ḃí an focal deireannaċ ráiḋte aici nuair siúd isteaċ an tarna bean, agus caipín a clóca amaċ ar a ceann aici agus a ḋá súil ar dearg-lasaḋ fé'n gcaipín. Siúd ċun na h-olla í, agus sáiḋ sí a ḋá láiṁ ann, agus duḃairt sí an ċaint ċéadna. Ḃíodar ag teaċt ar an gcuma san go dtí go raiḃ trí naonḃair acu istiġ agus iad ag obair go dian.

Ḃí sgannraḋ ag teaċt ar an mnaoi aḃrais, aċ níor leig sí uirṫi go raiḃ. Ḃí fios aici go raiḃ droċ fuadar éigin fúṫa, aċ ḃí sí ag faire ċuici. Fé ḋeireaḋ do laḃair bean acu, an ċéad ḃean úd do laḃraḋ i gcóṁnuiḋe.

"Eiriġ, a ḃean an tiġe," ar sisi, "agus cuir síos tuille teine ḋúinn. Tá an oiḋċe fuar."

Ní raiḃ an oiḋċe fuar. Agus ḃí teine ṁaiṫ sa tinteán ceana. Aċ ḋ'eiriġ sí agus ċuir sí tuille móna

ar an dteine. Do leig sí uirṫi go raiḃ áṫas ana ṁór uirṫi mar ġeall ar an obair a ḃeiṫ acu 'á ḋéanaṁ ċóṁ tiuġ.

"Cuir an corcán mór san ṫall ar an dteine, a ḃean an tiġe," arsa'n ḃean a laḃraḋ; "tá tart agus ocras ag teaċt orainn."

Corcán ana ṁór a ḃ'eaḋ é. D'ḟéadfaí duine do ċur isteaċ ann agus é ḃeiriú 'n-a ḃeaṫaiḋ ann.

## 10.—SLIAḂ NA MBAN BFIONN.

## XII.

Nuair a ḃí an corcán ar an dteine do laḃair an ḃean arís.

"Imṫiġ," ar sisi, "agus taḃair leat uisge, agus cuir sa ċorcán san é, nó brisfear é. Tá an teine ró ṫeiṫ."

Ṫug an ḃean aḃrais fé ndeara iad go léir ag bagairt ar a ċéile agus ag gáiriḋe fé n-a n-anál. Níor leig sí aon níḋ uirṫi. Do ṫóg sí crúsga léi, agus ċuaiḋ sí amaċ ċun an tobair, agus ṫug sí crúsga uisge isteaċ léi, agus ċaiṫ sí an t-uisge isteaċ sa ċorcán. Ní líonfaḋ fiċe crúsga an corcán. Do leig sí uirṫi ana ḋiṫneas a ḃeiṫ uirṫi ag ruiṫ ċun an tobair agus ag teaċt, a d'iarraiḋ an ċorcáin do líonaḋ

ċóṁ luaṫ agus do b'ḟéidir é. Nuair ċonnacadar ag déanaṁ an diṫnis í, ḃí ana ḃagairt acu ar a ċéile agus ana ġáirṫe ar siuḃal acu fé n-a n-anál. Ní raiḃ aon ċoinne acu go raiḃ aon ḋroċ aṁras aici orṫa.

Nuair a ḃí roinnt ṁaiṫ des na crúsgaiḃ uisge taḃarṫa léi aici ó'n dtobar, do riṫ sí amaċ ċun ceann eile taḃairt léi, agus duḃairt sí, ag gaḃáil amaċ di: "Ní mór dom breis diṫnis a ḋéanaṁ, a uaisle, nó beiḋ siḃ marḃ ag an dtart agus ag an ocras sar a mbeiḋ an corcán san lán agam."

Ḃí sí ag ruiṫ ag gaḃáil amaċ di, agus do lean sí ag ruiṫ go dtí go raiḃ sí ró ḟada ó'n ndorus ċun iad a ḋ'aireaċtaint foṫraim a cos. Ansan do stad sí, agus ċaiṫ sí di a bróga, agus ṫáinig sí ṫar n-ais gan aon foṫram a ḋéanaṁ. Nuair a ḃí sí i n-aice an dorais, i leaṫtaoiḃ, ċuir sí cluas uirṫi féin féaċaint an aireóċaḋ sí iad ag déanaṁ aon ċainte. D'airig.

"Ní fada go mbeiḋ sé lán a ḋóiṫin," arsa'n ḃean a laḃraḋ i gcóṁnuiḋe.

"Cad a ḋéanfaimíd ansan, a ríogan?" arsa bean eile acu.

"Cuirfimíd isteaċ ann í, agus beireóimíd 'n-a beaṫaiḋ í. Cuirfimíd biorán suain inti ná bainfear aisti go ceann tamaill," arsa'n ċéad ḃean.

# 10.—Sliaḃ na mBan ḃFionn.

## XIII.

Nuair airiġ an ḃean aḃrais an focal san, do ṡleaṁnuiġ sí ṫar n-ais ċun na h-áite 'n-ar ḟág sí an crúsga agus na bróga. Ċuir sí uimpi na bróga, agus do riṫ sí timċeall go dtí an taoḃ eile de'n tiġ. Ansan d'osgail sí a béal agus a cliaḃ, agus ċuir sí liú aisti go h-árd agus go binn, liú a h-airiġeaḋ breis agus míle mór-timċeall ó'n áit 'n-a raiḃ sí 'n-a seasaṁ.

"A ċóṁarsain, a pú-ú-ú-ú-ú-ú!" ar sisi, "ruiṫiḋ, ruiṫiḋ, ruiṫiḋ! Tá Sliaḃ na mBan ḃFionn trí ṫeine! Sliaḃ na mBan ḃFionn trí ṫeine!! Sliaḃ na mBan ḃFionn trí ṫeine!!!"

D'airiġ na trí naonḃair a ḃí istiġ an liú agus an ġlaoḋ agus an fógra. Ċaiṫeadar an obair as a láṁaiḃ, agus siúd amaċ iad, agus iad ag baint an doruis d'á ċéile, agus siúd suas an cnoc iad cóṁ mear agus ḃí sé 'n-a gcosaiḃ. Ċaiṫ an ḃean aḃrais ar an dtalaṁ í féin go dtí go raḃadar imṫiġṫe ó'n ndorus. Ansan do riṫ sí isteaċ, agus ḋún sí an dorus, agus ċas sí an eoċair sa ġlas, agus ċuir sí geasa ar an eoċair an dorus a ċoiméad dúnta. Ċuir sí an ursal 'n-a seasaṁ ag an iarta, agus ċuir sí de ġeasaiḃ uirti gan corruiġe as an áit sin. Ḃuail sí buille de'n tuaiġ i mbloc adṁaid, agus ċuir sí de ġeasaiḃ ar an dtuaiġ gan corruiġe as an áit sin. Ċuir sí gaċ aon rud eile i n-áit féin ar an gcuma san, agus

ċuir sí iad go léir fé ġearaiḃ cruaḋa gan corruiġe ar a n-áiteanaiḃ go dtí go ḃfuasgalóċaḋ sí féin iad ós na gearaiḃ. Ar éigin a ḃí an rud deireanaċ curṫa daingean fés na gearaiḃ aici, nuair airiġ sí na mná uaisle ag teaċt ċun an dorus. Ṫug duine acu iarraċt ar an laiste d'árdú. Ní raiḃ aon ṁaiṫ ann. Ḃí an glas ar an ndorus.

## 10.—Sliaḃ na mBan bḟionn.

### XIV.

"Osgail an dorus, a ḃean an ḃréidín," arsa'n ḃean amuiċ, "go gcríoċnóċaimíd an obair duit."

"Ní osgalóċaḋ," ar sisi, "mar do cuirfaí sa ċorcán mé!"

"Osgail, osgail, a eoċair an ġlais!" arsa'n ḃean amuiċ.

"Ní féadfainn é," arsa'n eoċair. "Táim anso sáiḋte sa ġlas, agus táim fé ġearaiḃ cruaḋa an dorus a ċoimeád dúnta."

"Osgail, osgail, a ursal na lorgan ḃfada!" arsa'n ḃean amuiċ.

"Ní féadfainn é," arsa'n ursal. "Táim anso am' seasaṁ am' áit féin i n-aice na teine, agus mo ċeann

leis an iarta, agus na geasa cruaḋa orm gan corruiġe as an áit seo."

"Osgail, osgail, a ṫuaġ!" arsa'n ḃean amuiċ.

"Ní féadfainn é," arsa'n tuaġ. "Táim anso am' áit féin, agus mo ḃéal sáiḋte san aḋmaḋ, agus na geasa cruaḋa orm gan corruiġe as an áit 'n-a ḃfuilim."

"Osgail, osgail, a ċeirtlín!" arsa'n ḃean amuiċ.

"Ní féadfainn é," arsa'n ċeirtlín. "Táim anso san áit 'n-ar fágais mé, agus na geasa cruaḋa orm gan corruiġe as go dtógfar díom na geasa úd a ċuiris féin orm nuair a ċaiṫis uait mé."

"Osgail, osgail, a roṫ an turainn!" arsa'n ḃean amuiċ.

"Ní féadfainn é," arsa roṫ an turainn. "Tá an tsrang orm, agus ní féidir dom corruiġe gan cead ó'n tsraing."

"Osgail, osgail, a srang!" arsa'n ḃean amuiċ.

"Ní féadfainn é," arsa'n tsrang. "Táim ar an roṫ, agus ní féidir dom a ḋéanaṁ aċ an tromán do ċasaḋ."

"Osgail, osgail, a ṫromán!" arsa'n ḃean amuiċ.

"Ní féadfainn é," arsa'n tromán. "Tá na geasa cruaḋa orm gan a ḋéanaṁ aċ an fearsaḋ so do ċasaḋ."

Ċomáineadar leó ar an gcuma san ag glaoḋaċ ar na neiṫiḃ a ḃí istiġ, agus 'á iarraiḋ ar gaċ níḋ díoḃ an dorus a d'osgailt dóiḃ, aċ do teip gaċ aon rud orta, mar ḃí gaċ aon rud fé ġeasaiḃ i n-áit féin. Fé deire

ċuiṁniġeadar ar rud nár cuireaḋ sé ġeasaiḃ riaṁ, agus nár ḃ'féidir a ċur fé ġeasaiḃ an fad a fágfaí istiġ é, mar ní raiḃ aon ġnó le déanaṁ istiġ aige. Aċ ḃí an ḃean aḃrais ró ġasta dóiḃ. Ḃí fios aici ná féadfaḋ sí aon ġeasa do ċur ar rud ná raiḃ aon tairḃe aige le déanaṁ. B'é rud é 'ná uisge na gcos. Nuair nár ḃ'féidir na geasa do ċur air, is é rud a dein sí leis 'ná é ċaiteaṁ an dorus amaċ sar ar dún sí an dorus.

“Osgail, osgail, a uisge na gcos!” arsa'n ḃean amuiċ.

“Ní féadfainn é,” arsa uisge na gcos. “Táim anso féd' ċosaiḃ san aoileaċ.”

Nuair a fuaradar an freagra san ó uisge na gcos, ḃí fios acu go raiḃ buaiḋte orta. D'imṫiġeadar go feargaċ. Táid siad tuas i n-áit éigin sa ċnoc ó ṡin, agus níor airiġeas gur tánadar anuas fós.

## 11.

## “Ċa-ċa-ċa-ċailleas é!” “Fu-fu-fu-fuaras é!”

Timċeall deiċ mbliaḋna agus ċeiṫre fiċid ó ṡin, nó mar sin, ḃí amadán boċt ag imṫeaċt ó tiġ go tiġ i bparóiste Ċluandroċaid. Ar Gort na Lice

ba ṁó a ḃíoḋ cóṁnuiḋe air, aċ ag imṫeaċt mór-timċeall a ċaiṫeaḋ sé a ṡaoġal. Ḃí sé go maiṫ ċun a ċoda do lorg, agus ḃí sé go maiṫ agus go cruinn ċun pé rud a ġeiḃeaḋ sé do ċoimeád, agus mar ġeall air sin ḃí sé amuiċ air go raiḃ sparán aige, agus nár ḃ'ḟios cad é an saiḋḃreas a ḃí i bḟolaċ sa sparán aige. Seáġan Ḃalḃ an ainm a ḃí i mbéalaiḃ na ndaoine air. Níor airiġeas riaṁ cad í an tslointe a ḃí air. Ḃí an stad 'n-a ċaint, agus mar ġeall air sin iseaḋ tugaḋ Seáġan Ḃalḃ air.

Ḃí lá deire-ḟóġṁair ann agus lá ana ḟliuċ ab eaḋ é. Ḃí an ḟearṫainn ag tuitim go trom i gcaiṫeaṁ an lae. Do stad an ḟearṫainn um ṫráṫnóna, agus do ġlan an spéir, aċ ḃí an saoġal ar bar' uisge agus ḃí tuile ins gaċ aon rud i bḟuirm aḃan. Ḃí aḃa ḃeag ag gaḃáil siar tré Ċill Ġobnatan, agus tá fós. Tá droċaidín ar an aḃainn sin anois. Ní raiḃ aon droċad uirṫi an uair sin, ḃíoḋ go raiḃ bóṫar ag gaḃáil ṫairse.

Nuair a ḟuair Seáġan Ḃalḃ an tráṫnóna tirm do ḃuail sé siar ó Ġort na Lice ċun dul go tiġ Ṗeadair Uí Laoġaire a ḃí 'n-a ċóṁnuiḋe i gCill Ġobnatan. Ṫáinig sé ċun na h-aḃan. Ḃí an tuile sa n-aḃainn. Má ḃí féin, níor ċuir sí cosg le Seáġan. Do ġaiḃ sé an aḃa. Cóṁ luaṫ agus ṫáinig sé amaċ as an uisge ar an dtaoḃ ṫiar de'n aḃainn, do ċas sé an dá ologón déag.

"Ó! Ó! Ó!" adeireaḋ sé. "Ċa-ċa-ċa-ċailleas

é! Ċa-ċa-ċa-ċaillear é! Ċa-ċa-ċa-ċaillear é!" Ċomáin sé leis ag lógóireaċt ar an gcuma san ċóṁ h-árd agus ḃí sé 'n-a ċliaḃ agus 'n-a sgornaiġ an lógóireaċt a ḋéanaṁ.

Ní'l an tiġ i n-a raiḃ Peadar ua Laoġaire 'n-a ċóṁnuiḋe aċ cúpla péirse ó'n aḃainn. Ḃí an tiġ lán de ḃuaċaillíḃ agus de luċt oibre. B'éigean dóiḃ go léir fanaṁaint istiġ an lá san, mar ḃí an lá ró ḟliuċ ċun aon oibre ḋéanaṁ. D'airiġeadar an t-ologón uaṫḃásaċ. Do ruiṫeadar amaċ. Ċonnacadar Seáġan agus é ag bualaḋ a ḃas agus ag lógóireaċt, agus "ċa-ċa-ċa-ċaillear é" ar siuḃal aige.

"Cad a ċaillis? Cad a ċaillis?" arsa gaċ aoinne leis.

Do ṫeip orṫa aon freagra ḟáġail uaiḋ, aċ é ag lógóireaċt, agus "Ó! Ó! Ó! Ċa-ċa-ċa-ċaillear é!" ar siuḃal aige.

"Cár ċaillis é, a Ṡeáġain?" arsa duine éigin.

Siúd tar n-ais ċun na h-aḃan é. Siúd 'n-a ḋiaiḋ iad go léir. Siúd isteaċ sa n-uisge é. Siúd isteaċ sa n-uisge iad go léir. Do sáiḋ Seáġan a ḋá láiṁ síos sa n-uisge i dtreó go raiḃ an t-uisge suas go guailniḃ agus suas go crománaiḃ air, agus é ag cuardaċ le n-a ṁéireanaiḃ ṫíos ameasg na gcloċ.

Ḃí gaċ aoinne, ar an gcuma gcéadna, ag cuardaċ ar a ndíċeall, agus an t-uisge go guailniḃ agus go crománaiḃ air, agus a ḋá láiṁ sáiḋte síos aige, agus gaċ aon uair a ṫeangḃuiġeaḋ a ṁéireana ṫíos le

cnapóigín cré go mearaḋ sé gur ḃ'é an sparán a ḃíoḋ aige.

Ḃíodar mar sin, ag cuardaċ, go dtí go raḃadar, ní h-amáin fliuċ ó ṁullaċ talaṁ, aċ ag criṫ leis an ḃfuaċt.

Fé deire do léim an t-amadán, agus ċuir sé glam as.

"Ó!" ar seisean, "fu-fu-fu-fuaras é! Fu-fu-fu-fuaras é!"

"Cad a fuarais, airiú?" arsa gaċ aoinne.

"Le-le-le-leaṫpinne ruaḋ!" arsa'n t-amadán.

Tá, is dóiċ liom, deiċ mbliadna agus trí fiċid ó airiġeas m'aṫair—beannaċt Dé le n-a anam!—ag innsint an sgéil sin. Mac d'fear an tiġe ab eaḋ é. Ḃí sé féin agus cuid ḋ'á ḋriṫáraċaiḃ sáiḋte sa ċuardaċ.

PEADAR UA LAOĠAIRE.

Caisleán Ua Liaṫáin,
20. VII. 1917.

# 1.—Ag séideaḋ agus ag iṫe.

## Ceisteanna.

1. An mór na cailíní a ḃí 'na gcóṁnuiḋe i dteannta céile?
2. Cad iad na h-ainmneaċa a ḃí orṫa?
3. An raiḃ aoinne 'sa' tig aċ iad?
4. An tig mór a ḃí aige's na cailíní?
5. An raḃdar ceanaṁail ar a ċéile?
6 Cá ḃ'ḟios duit?
7. Ar ṫuit tionóisg amaċ?
8. Cé air gur imṫig an tionóisg?
9. Cad a ḃí 'á ḋéanaṁ acu nuair a ṫuit sé amaċ?
10. Cad a ḃí 'á ḋéanaṁ ag Nóra?
11. Cad ċuiġe an t-uisge beiriṫe?
12. Cá raiḃ an t-uisge?
13. Cad d'imṫig ar a' gciteal?
14. Cad air gur doirteaḋ an t-uisge?
15. An raiḃ sé ana-ṫeiṫ?
16. Ar ḋein sé aon díoḃáil?
17. Cad é an díoḃáil é?
18. An raiḃ a láṁ teinn?
19. Cad a ḋeineaḋ sí ċun an teinnis do ṁaolú?
20. An ndeineaḋ sí iarraċt ar rud eile do ḋéanaṁ idir gaċ aon dá ṡéideaḋ?
21. Ar éiriġ sé léi?
22. Ar airiġis riaṁ an sean-ḟocal so: "Ní féidir beiṫ ag iṫe mine agus a' feaduíol"?
23. Abair féin é?
24 An mbaineann sé leis an sgéilín seo?
25 Nuair a ḃí sé a' teip ar Nóra cad a ḋein sí?
26 Cad duḃairt sí nuair a ṡín sí amaċ a láṁ teinn?
27 Ar iṫ Máire aon ḃrecfaist an lá úd?
28. Ar ċaiṫ sí fanaṁaint ċun go raiḃ a dóṫain iṫte ag Nóra?
29. An raiḃ ocras ar Ṁáire?

30. Náċ dóiġ leat gur ċailín foiḋneaċ í?
31. Ar ċeart do Nóra beiṫ ag ite agus Máire boċt a' séideaḋ?
32. Cad ba ċeart di 'ḋéanaṁ?
33. An ceart do ḋuine duine eile fáġail ċun a ġnóṫa ḋéanaṁ agus é féin díoṁaoin?
34. An ndeinṫear a léiṫéid 'sa' tsaoġal go minic?

## GRAMADAĊ.

1. Cuir i gcás, gur anois a ṫuiteaḋ an sgéal amaċ, ⁊ tú beiṫ láiṫreaċ, conus a déarfá é?
Tosnuiġ mar sin:—"Tá m. ⁊ n.," ⁊rl., ⁊ léiġ an sgéal tríd síos (aimsir láiṫreaċ) i dtreó go mbeiḋ ciall leis.
2. "Lá áiriṫe d'á rabdar 'gá n-ollṁú féin ċun a mbrecfaist do ċaiṫeaṁ." Dá mba ná beaḋ aċ Nóra aṁáin ann conus a déarfá é? (Cuir an abairt insa n-uiṁir uaṫaiḋ.)
3. "Nuair a ḃí sí ag ite a cuid bíḋ bíoḋ sí a d'iarraiḋ beiṫ a' séideaḋ." Cuir i gcás go mbeaḋ beirt ann, conus a léiġfeá í? (Cuir an abairt 'sa n-uiṁir iolraiḋ.)
4. "Do doirteaḋ an t-uisge ar a láiṁ."
"Do sín sí amaċ a láṁ."
Cad 'na ṫaoḃ go ḃfuil deifiriġeaċt 'sa' leiṫriú do'n focal láṁ?

# 2.—Dlíġe na n-Uḃ.

## CEISTEANNA.

1. An fear a ḃí ag insint an sgéil?
2. Cá ndubairt sé go raiḃ sé lá?
3. Cé iad a ḃailiġ isteaċ 'sa' tiġ?
4. Cad 'na ṫaoḃ gur ṫánadar?
5 An aṁlaiḋ fuaradar cuireaḋ ċun teaċt?
6 An é an Béarla a ḃí acu d'á laḃairt?
7. an laḃraḋ aoinne Béarla an uair sin?
8. Cé h-iad na daoine a bíoḋ ann?
9. Cad a bíoḋ ar siúbal acu?
10. An mbídís sultṁar?

11. An mbídís a' gáirí?
12. Agus a ndeineaḋ san maiṫeas dóiḃ?
13. An raḃdar 'na suiḋe ċun búird lá?
14. An raiḃ aon leanḃaí 'na measg?
15. An mó leanḃ a ḃí ann?
16. Cé'r ḃ'iad féin?
17. Peadar ab ainim do ḋuine de 'sna leanḃaiḃ, nár ḃ'eaḋ?
18. An 'na suiḋe a ḃí sé?
19. Cá raiḃ sé 'na ṡeasaṁ?
20. An raiḃ gaol idir ṁáṫair Ṗeadair ⁊ an fear a ḃí ag insint an sgéil?
21. Cad é an gaol é?
22. An mó bliain d'aois a ḃí Peadar an uair sin?
23. Cad é an saġas bíḋ a ḃí ar an mbórd?
24. An mó uḃ a ḃí iṫte ag an sgéalaiḋe nuair a laḃair duine éigin?
25. Cad duḃairt an duine sin nuair a ḃí an dá uḃ iṫte ag an sgéalaiḋe?
26. Cad 'na ṫaoḃ go nduḃairt sé "aṫair"?
27. Ó! an sagart a ḃí ag caint?
28. Cad é an freagra é siúd a ṫug an sagart orṫa?
29. Ar laḃair duine aisís?
30. Cad duḃairt sé?
31. Agus cad é siúd duḃairt duine éigin eile?
32. Cad é an freagra a ṫug an sagart aisís?
33. Cad duḃairt máṫair Ṗeadair ansan?
34. Ar laḃair an t-aos óg?
35. Cad duḃradar?
36. Ar airiġis riaṁ trácht ar aon dliġe i gcoinniḃ uḃ aċ dliġe a' trosgaiḋ?
37. Ar innis an sagart an dliġe dóiḃ?
38. Má tá sé agat innis dúinn é?
39 An bfuil sé de ġlan-ṁeaḃair agat?
40. Cia'cu tiodal—fíor-ḋuinuasal; duinuasal; bodaċ; nú feile-ḃodaċ, a beaḋ oireaṁnaċ duit-se? Cad 'na ṫaoḃ?
41. Na daoine a ḃí láiṫreaċ ⁊ nár airiġ an dliġe roimis sin, cad a ḋeineadar?
42. Cad a ḋein an ċuid eile de'n ċuideaċtain?
43. Cad a ḃí 'á iṫe ag máṫair Ṗeadair?
44. An raiḃ cuid ṁór de'n uḃ iṫte aici nuair a ġáireadar?
45. An raiḃ an leaṫ-uḃ 'na láiṁ aici?

46. Cad a ḋein sí leis nuair a ġáir an ċuid eile?
47. An raiḃ Peadar óg a' faire uirṫi?
48. Cad a ḋein sé?
49. Náċ dóiġ leat go raiḃ sé droċ-ṁúinte ⁊ a leiṫéid a ḋéanaṁ?
50. Ar ṫáinig fearg ar a ṁáṫair?
51. An le neart spóirt a ḋein sé a leiṫéid?
52. Nár ġéar-ċúiseaċ, deisḃéalaċ an garsún é?
53. Cad duḃairt na daoine a ḃí a' féaċaint ar an mbeirt?
54. Cad é an t-aguisín a ċuir Peadar le "dlíġe na n-uḃ"?
55. Abair "dlíġe na n-uḃ" anois dúinn, ⁊ an t-aguisín 'na teannta.
56. Ar ṫaiṫn an t-aguisín leo go léir?

## GRAMADAĊ.

1. "Ḃailiġ cuid des na cómarsain isteaċ nuair airíġdar me beiṫ tagaiṫe."
Dá mba ar an lá amáireaċ a ḃeiṫeá a' tráċt conus a déarfá é? (Aimsir fáistineaċ.)
2. "Ḃailiġdís isteaċ nuair airiġdís me beiṫ ann."
Dá mba ar an lá inniu a ḃeiṫeá ag tráċt conus a déarfá an abairt sin? (Aimsir ġnáṫ-láiṫreaċ.)
3. "Cad é an saġas dlíġe é?"
Dá mbeaḋ níos mó ná aon dlíġe aṁáin ann conus a ċuirfá an ceist?
4. "An lá so adeirim do ráinig go raiḃ blúire bíḋ againn 'á ċaiṫeaṁ."
Abair an ċainnt sin ar ċuma éigin eile.

# 8.—Dlíġe an t-Soluis.

## CEISTEANNA.

1. Na daoine a ḃí ag éisteaċt leis an sagart ar laḃradar airís?
2. Cad duḃradar?
3. Ar ċuireadar aon ċeist ċun an tsagairt?
4. Cad í an ċeist í?

5. Cad é an freagra a ṫug an sagart orṫa?
6. Ar airig an ṁuintir óg an dlíġe roimis sin?
7. Ar iarradar ar an sagart an dlíġe a ḋ'insint dóiḃ?
8. Ar innis sé dóiḃ é?
9. An ḃfuil an dlíġe agat?
10. Abair é.
11. Nuair a ḃeaḋ prátaí ⁊ feoil ag duine cad é an saġas soluis a ḃeaḋ aige?
12. Nuair ná beaḋ aige aċ prátaí 's gur bainne cad a ḃeaḋ mar ṡolus aige?
13. Dá mba ná beaḋ aċ prátaí ⁊ salann aige an mbeaḋ aon ċoinneal aige?
14. Cad eile?
15. Cad é an biaḋ a ḃeaḋ 'á ċaiṫeaṁ ag an nduine go mbeaḋ geaitire giúise aige?
16. Cá ḃfuiġfí an ġiúis?
17. An ndeintí úráid d'aon íle, an uair sin, ċun soluis?
18. Na daoine, go mbíoḋ prátaí ⁊ feoil acu le n-iṫe, cad 'na ṫaoḃ gur ċoinneal ṁúnla a ḃíoḋ acu-san?
19. Na daoine, go mbíoḋ prátaí ⁊ bainne mar ḃiaḋ acu, an raḃdar san boċt?
20. An mbíoḋ na daoine ana-ḃoċt ar fad nuair ná bíoḋ acu aċ prátaí ⁊ salann?
21. Cad é an ċúis ná bíoḋ coinneal ṁúnla acu-san?
22. Cia'cu is fearr?—Solus na gréine, nó solus na coinnle?
23. An ḃfuil dlíġe an t-soluis de ġlan-ṁeaḃair agat anois?
24. Na daoine a bí ag éisteaċt leis an sagart, conus a ṫaiṫn dlíġe an tsoluis leo?

## Gramadaċ.

1. "'Tá,' arsa mise."
   Abair é sin ar ċuma éigin eile.
2. "Is dóċa gur airiġ cuid agaiḃ an dlíġe sin."
   Cuir i ḃfuirm ceiste é sin.
3. "Níor airíġeamair, innis dúinn é."
   Cuir an abairt sin 'sa n-uiṁir uaṫaiḋ.

# 4.—Trí Leaṫṗinní.

## Ceisteanna.

1. Ḃí sgata buaċaillí i n-áit áiriṫe lá. Cá raḃdar?
2. Cad é an bríġ atá leis an bhfocal "sgata"?
3. An ndeirtéar "sgata caoraċ": "sgata géana"?
4. Cé'r leis an tig go raḃdar ann?
5. Cad a ṫug ann iad?
6. An ainm baistiḋe "Taḋg na n-uḃ"?
7. Cad eile?
8. Cé h-iad na buaċaillí a ḃí 'na ṫig?
9. An mó duine ar fad a ḃí ann?
10. Cad air gur ḟocaruiġeadar 'na n-aigne eatorṫa féin?
11. Cad dob' áil leo de sna cártaí?
12. Cá mbídís ag imirt?
13. Caṫain a ḃíoḋ cluiċe acu? Gaċ aon lá an eaḋ?
14. Caṫain a ḃíon na h-oiḋċeannta fada againn.
15. Caṫain a ḃíon na laeṫeannta gairid?
16. Cia'cu a b'ḟearr leat na h-oiḋċeannta fada nú na h-oiḋċeannta gearra?
17. Cad 'na ṫaoḃ?
18. An mór a ḋíol gaċ duine acu i gcóir na gcártaí?
19. An mór ar fad a ċosain an paca?
20. Taḃair tuairim sé?
21. Ar ceannuiġeaḋ na cártaí?
22. Ar ṫáinig an ċuideaċta?
23. Cad ċuige gur ṫánadar?
24. An raiḃ dúil ṁór 'sna cártaiḃ acu?
25. Ar ṫosnuig an imirt?
26. Cad é an ainm a ṫaḃarfá ar ḋuine a ḃeaḋ ag imirt ċártaí?
27. An mó cearrḃaċ a ḃí ag imirt?
28. Conus a ṫuit amaċ ar dtúis leo?
29. An raiḃ an ċuideaċta sultṁar ar dtúis?
30. Conus a ḃí an imirt ag imṫeaċt?
31. An mó duine a ḃí ag breiṫ?
32. Conus a ḃí an sgéal ag an mbeirt eile?
33. Ar ṫaiṫn leo ḃeiṫ ag cailleaṁaint?
34. Ar ṫáinig fearg ar ḋuine acu?
35. Ar ḃris ar an ḃfoiḋne aige?
36. Cad 'na ṫaoḃ?

37. Ar b' aon iongnaḋ gur ḃris ar an ḃfoiḋne aige ?
38. An deacair do ḋuine a ḃeaḋ mí-áḋḃaraċ ḃeiṫ foiḋneaċ ?
39. Ar eirig aragóint eatorṫa ?
40. An fear gur ḃris ar an ḃfoiḋne aige cad duḃairt sé fé ḋeire ?
41. Cé leis go nduḃairt sé é ?
42. Cad é an ḃríġ atá leis an ḃfocal "calaois" ?
43. Ar ċeart dó é sin a ráḋ ?
44. Cad 'na ṫaoḃ go nduḃairt sé é ?
45. Ar ṫug an fear eile aon ḟreagra air ?
46. Cad é féin ?
47. Ar laḃair an fear tosaiġ airís ?
48. Cad duḃairt sé ?
49. An raḃdar ag taḃairt droċ-ṫarcuisne d'á ċéile ?
50. Ar laḃair duine ansan nár laḃair ċeana ?
51. Cé laḃair ?
52. Cad duḃairt sé ?
53 Ar ṫóg sé páirt le n-a ċompánaiḋṫe ?
54. Agus cad a ḋein sé ?
55. Cad as gur ṫarraig sé an t-airgead ?
56. Cad é an saġas airgid é ?
57. Cár ċuir sé an t-airgead ?
58. Ar ċuir sé air é go ciúin ?
59. Agus cad duḃairt sé 'san am ċéadna ?
60. Ar ṫóg aoinne suas an geall ?
61. Cé ṫóg ?
62. Cad duḃairt an té a ṫóg ?
63. Cé leis gur laḃair sé ?
64. Ar ċeap sé ansan buaċtaint ar an ḃfear eile ?
65. An nduḃairt sé go raiḃ an ceart ag an gcéad ḟear ?
66. Ar ḋeaḃruiġ a gcainnt go raiḃ aon earḃa airgid orṫa ?
67. Cé ċuir stop leis an aragóint ?
68. Conus ?
69. Ar ḃailiġ sé na cártaí ċuige ?
70. Cad a ċeap na daoine a ḃí a féaċaint air ?
71. Ar ḋein sé aṁlaiḋ ?
72. In' inead san cad a ḋein sé ?
73. Cad 'na ṫaoḃ gur ċuir sé isteaċ 'sa' teine iad ?
74. Ar ċuir san deire leis an aragóint ?
75. Ar laḃair aoinne ?
76. Ar ṫáinig iongnaḋ orṫa ?
77. Cad d'imṫiġ ar na cártaiḃ ?

78. Cé'r b'é an ċéad duine a labair airís?
79. Cad dubairt sé?
80. An raiḃ caṫuġaḋ air i ndiaiḋ a ṫrí leaṫpinní?
81. Ar ḋóiġ le duine go raiḃ sé creaċta ar fad?
82. Ar ċníopaire é?
83. Ar ṁaiṫ leis a ċuid airgid beiṫ caiṫte ⁊ gan pioc dá barr aige?

## GRAMADAĊ.

1. Cuir 'sa n-uiṁir uaṫaiḋ:—
   (a) buaċaillí óga.
   (b) ḟocaruiġeadar 'n-a n-aigne go gceanóċaidís paca cártaí.
   (c) oiḋċeannta fada?
   (d) nótaí móra.

2. Cuir sa n-aimsir ḟáistinig, tríṁaḋ pearsa, uiṁir uaṫaiḋ gaċ aon briaṫar díoḃ so síos:—

"Ṡocaruiġeadar 'n-a n-aigne go gceanóċaidís paca cártaí ⁊ go mbeaḋ cluiċe cartaí acu."

3. "Ċonac Taḋg na n-uḃ."

Ċonac tig Ṫaiḋg na n-uḃ.

Cad 'na ṫaoḃ go bḟuil deifiriġeaċt sa leitriú do'n ḟocal "Taḋg" ⁊ cad 'na ṫaoḃ go bḟuil an 'ṫ' séiṁiġṫe sa tarna ráḋ?

4. Cuir isteaċ na réaṁ-ḟoċail atá i n-easnaṁ ar na h-abairtí seo:—
   (a) do bris—an bḟoiḋne aige.
   (b) do ċrom sé—na cártaíḃ do bailiú.
   (c) bí ag dul d'á ḟoiḋne—duine—an beirt.
   (d) do ḋruid sé—na teine.

5. Sgríoḃ na ráiḋte seo ar ċuma éigin eile:—
   (a) tá calaois agat 'á ḋéanaṁ.
   (b) ṫugais d'éiteaċ.
   (c) ċuaiḋ gaċ aon rud ċun cinn go maiṫ ar feaḋ tamaill.

6. "Nuair a bíodar 'na láiṁ aige do ḋruid sé anonn ċun na teine ⁊ ċuir sé isteaċ sa teine iad."

Tabair uait Mód Coinġeallaċ, tríṁaḋ pearsa, na mbriaṫar san.

7. Cuir "deirim" roim gaċ aon ráḋ acu so síos ⁊ sgríoḃ arís iad:—

(a) tá an ceart aige.
(b) níor labair aoinne.
(c) do las na cártaí ⁊ do dóġaḋ iad.

8. Cad is tuiseal do gaċ aon ainm acu so go ḃfuil líne fé?—

(a) Taḋg na n-ub.
(b) ḋun na deine.
(c) ar na cártaiḃ.
(d) púnt airgid.
(e) 'na láiṁ aige.

# 6.—"Neirbis."

## Ceisteanna.

1. Cad dubairt an sgéalaiḋe i dtaoḃ Raṫa Ċormaic?
2. Cad é an saġas tiġe a ḃí ag an mnaoi?
3. Cad é an tsliġe beaṫaḋ a ḃí aici?
4. An siopa tig tábairne?
5. Cad a díoltar ann?
6. An raiḃ aon ċlann ag bean-an-tábairne?
7. An mó duine clainne ḃí aici?
8. Cad iad na h-ainmneaċa a ḃí ar an mbeirt?
9. Cia'cu ba sine acu?
10. Cia'cu b'óige acu?
11. Cia'cu 'cu ba ṫreise?
12. An raiḃ aon ḟear 'sa' ṗaróiste ċóṁ láidir leis?
13. Ar ċómnuiġ táilliúir 'sa' tsráid?
14. Ar ḃ'ḟear láidir é?
15. Cad eile?
16. An gnáṫ le duine leicte beiṫ láidir?
17. Ar ḋóiġ leat air go dtuitfeaḋ an t-anam as láiṫreaċ?
18. Cad 'na ṫaoḃ?
19. An raiḃ daoine bailiġṫe sa tiġ lá
20. Cad a ṫug ann iad?
21. Cad a ḃí acu 'á ḋéanaṁ?
22. Cé ḃí ar a measg?
23. Cad a ṫug ann é?

24. Cad d'eirig eatorṫa?
25. Cad fé ndeár é?
26. An gnáṫ le daoine a bíon ag ól beiṫ ag bruiġean?
27. Cad 'na ṫaoḃ gur léim an tailliúir?
28. Ar sprioc rud éigin é?
29. Cad a sprioc é?
30. Agus cad a ḋein sé?
31. Cé air gur rug sé an greim?
32. An ar a láiṁ do rug sé greim?
33. Cad air go rug sé an greim?
34. Ar ṫáinig iongnaḋ ar Ċonċuḃar?
35. Ar ṫuig sé cad a bí ar an dtáilliúir?
36. Ar ṁeas an táilliúir greim do ḃreiṫ ar Ċonċuḃar?
37. Ar ḋuine canncaraċ an táilliúir?
38. Dá mba ḋóiġ leis gur b'é Conċuḃar a bí ann an ndéanfaḋ sé a leiṫéid?
39. Ar ṫáinig eagla air roim Ċonċuḃar?
40. Ar ṫáinig creaṫán 'na ballaiḃ beaṫaḋ?
41. Cad 'na ṫaoḃ?
42. Ar labair sé in ao'ċor?
43. Cad dubairt sé?
44. Cad a bí 'na ġlór nuair a labair sé?
45. Cad fé ndeár an sgeón?
46. Ar ċeap sé Conċuḃar a bualaḋ ⁊ ná buailfeaḋ C. é?
47. Cad é an leaṫ-sgéal a ṫug sé do Ċonċuḃar i dtaoḃ beirṫe air?
48. Cad é an saġas ruda "neirḃis"?
49. An galar é?
50. An galar fé leiṫ é?
51. An gcreideann tú go ḃfuil a leiṫéid de ġalar ann in ao'ċor?
52. Ar ċreid Conċuḃar go raiḃ sé ann?
53. Cad a ḋein C. ⁊ na daoine a bí ag éisteaċt leis an dtáilliúir?
54. Cad 'na ṫaoḃ gur ṗléasgadar ar ġáirí?
55. Ar ṫuigeadar cad a ċuir an galar "neirḃis" ar an dtáilliúir?
56. Do réir do ṫuairim-se cad a ċuir an "neirḃis" air?
57. An ḋóiġ leat go raiḃ cúis aige le "neirḃis" a ḃeiṫ air?
58. Ar ḋein sé dearmad mór nuair a rug sé ar Ċonċuḃar?
59. Agus ar ṁaiṫ leis tarac siar ansan?

60. Nuair a leog an gáire ḋó laḃairt cad duḃairt sé?
61. Ar ḃac an táilliúir Conċuḃar?
62. An raiḃ a ṁalairt de ċiall aige?
63. Ar ṁaiṫ an ḃail air nár ḃuail?
64. Ar stad an ḃruiġean ansan?
65. Cad a ċuir stop léi?

## GRAMADAĊ.

1. "I dtreo gur ḋóiġ leat dá ḃfeicfeá é go dtuitfeaḋ an t-anam as san a mbogfá do ḟúile ḋé."
Sgríoḃ an rád san tuas 'san tríṁaḋ pearsain uiṁir uaṫaiḋ.
2. Cuir é seo 'sa n-aimsir láiṫreaċ, uiṁir iolraiḋ :—
"Fear og láidir ab' eaḋ é."
3. Abair, nú sgríoḃ, ar ċuma éigin eile :—
(a) Ḃí sé ar an ḃfear ba ṫreise dá raiḃ 'sa' ṗaróiste.
(b) d'eiriġ bruiḋean eatarṫa.
(c) ṫáinig creaṫán air.
4. (a) "Ḃí beirt ṁac aici."
(b) "Do ruġ sé ar ḃrollaċ casóige ar an ḃfear."
Cad is tuiseal do "ṁac," "ḃrollaċ," "casóige," "ḃfear"?
Cad 'na ṫaoḃ go ḃfuil 'm' séiṁiġṫe i "ṁac" agus an 'b' séiṁiġṫe i "ḃrollaċ"?
5. "Ḃí bean i Raṫ Ċormaic ⁊ baintreaċ ab'eaḋ í."
Cuir na focail "duḃairt fear" roim an rád san, ⁊ abair, nú sgríoḃ, an rád go h-iomlán.
6. Cad is innsċne do "ḃruiġean"; "casóg"; "greim"?
7. Cuir isteaċ na focail atá i n-easnaṁ ar na ráiḋtiḃ seo:—
(a) bain—do hata.
(b) do ruġ sé—mo láiṁ.
(c) do ṗléasg Conċuḃar—gáirí.
(d) ní ḃogfá do ḟúile—Ċonċuḃar.

# 6.—"PRIOC MÉ."

CEISTEANNA.

1. Cá raiḃ an t-amadán 'na ċóṁnuiḋe?
2. Ca ḃfuil Carraig-an-Ime?
3. I gContae Corcaiġe, i n-aice Maġċromṫa an eaḋ?
4. Cad é an bríġ atá leis an ainm Carraig-an-Ime?
5. Cad ab' ainm do'n amadán?
6. Caṫain a ṁair sé?
7. An mbíoḋ daoine ag imirt air?
8. Cé 'r ḃ' iad féin?
9. An ḃfuil áilteóirí garsún le fáġail ins' gaċ ao'ḃall geall leis?
10. Caṫain a ḃídís ag imirt air?
11. Ar ṫáinig duine iasaċta 'sa' paróiste?
12. Doċtúir iasaċta an eaḋ!
13. Cad eile?
14. Cad a ḃí 'á ḋéanaṁ aige Doṁnaċ áiriṫe?
15. Cá raiḃ sé ag taḃairt an Aifrinn uaiḋ?
16. Ar ráinig go raiḃ Séamus 'sa' pobul?
17. Cad a ṫuit amaċ 'sa' tSéipéal?
18. An i dtosaċ an Aifrinn do priocaḋ Séamus?
19. Agus cad a ḋein sé?
20. Ar airiġ an pobal an béic?
21. Ar airiġ an sagart í?
22. Ar leog sé air gur airiġ sé í?
23. Cad a ḋeineadar?
24. Cad 'na ṫaoḃ gur ċromadar a gceann?
25. Ar priocaḋ é an tarna h-uair?
26. Cad a ḋein an t-amadán ansan?
27. Cad é an saġas béice a ċuir sé as an tarna h-uair?
28. Ar airiġ an sagart í?
29. Ar aiṫin sé cad sé ndeár í?
30. Cad a ḋein sé?
31. Nuair a ḋ'iompuiġ sé amaċ cad duḃairt sé leis an bpobul?
32. An raiḃ sé fíoċṁar feargaċ?
33. Ar ḃ' aon iongnaḋ é?
34. Cad a ċas sé leo?
35. Na daoine a ḃí ciontaċ leis an ngleo ar ṗeacaḋ ḋóiḃ é?
36. Conus a ḃíodar ag déanaṁ peacaiḋ?

37. Ar ċeart dóiḃ beiṫ ag magaḋ fé'n amadán istiġ i dtiġ Dé?
38. Ar ṁóide an peacaḋ an t-Aifreann a ḃeiṫ ar siúḃal?
39. Cad a ḋein an sagart nuair a ḃí deire le n-a ċainnt?
40. An raiḃ gaċ aoinne ciúin ansan?
41. Ar ċuir cainnt an tsagairt náire ar aoinne?
42. Cé air gur ċuir sí an náire?
43. An rud adubairt an sagart ar ċuir sé stop leis an spórt?
44. Ar priocaḋ an t-amadán a ṫuille?
45. An raiḃ iongnaḋ ar an amadán dá ḃarr?
46. Ar ṫaiṫn an spórt ⁊ an priocaḋ leis?
47. Ar ṁaiṫ leis gur cuireaḋ stop leis?
48. Cad a ḋein sé ansan?
49. Ar ḟéaċ aoinne air?
50. Ar ḟan sé mar a raiḃ aige?
51. Cad é an treo n-ar ḋruid sé?
52. Agus cad a ḋein sé annsan?
53. Cad 'na ṫaoḃ gur ḋein sé a leiṫéid?
54. Ar ḟéaċ an buaċaill air?
55. Ar ċuir aon ḃuaċaill aon truím ann?
56. An raiḃ eagla an tsagairt ar an mbuaċaill?
57. Cad is dóiġ leat a dubairt an t-amadán leis féin?
58. Nuair nár ċuir an ċéad ḃuaċaill aon truím ann cad a ḋein sé?
59. Ar ṗrioc sé an tarna buaċaill?
60. Ar ċuir an tarna buaċaill béic as?
61. An raiḃ aon ṁaiṫeas dó beiṫ 'á bpriocaḋ?
62. Ar ḟan an t-amadán socair ansan?
63. Cad a ḋein sé?
64. Cad í an ċogarnaċ a ḃí aige leis an dtríṁaḋ buaċaill?
65. An spórt a ḃí uaiḋ?
66. Ar laḃair an tríṁaḋ buaċaill leis?
67. Ar leog sé air gur airiġ sé an cogar?
68. Ar ṫeip ar Séamus aon spórt do ċur ar siúḃal?
69. Conus a ṫeip air?
70. Nár ċuir aoinne aon truím ann?
71. Ar ṫeip air a ċur ḟéaċaint ar aoinne aon truím do ċur ann?
72. Cad a ḋein sé ansan?
73. Cé leis gur laḃair sé?
74. Ar laḃair sé íseal?
75. Cad iad na focail a laḃair sé?

76. Ar ċeap sé gur ċuir an sagart mallaċt éigin ar na buaċaillí nuair ná labraidís leis?
77. Ar iarr sé ar an sagart an ṁallaċt a baint díoḃ?
78. Ar iarr sé go cruaiḋ air é?
79. Ar ċrom sé ar ġol?
80. Cad 'na ṫaoḃ?
81. Ar airiġ an sagart é?
82. Ar leog sé air gur airiġ?
83. Ar ṫug sé aon ḟreagra air.
84. Ar ṫáinig fearg ar an sagart?
85. Ar ṫuig sé ansan cad é an saġas Séamus boċt?

## GRAMADAĊ.

1. Cuir an ráḋ so ar fad sa n-aimsir ḟáistiniġ:—
"Ceiṫre fiċid bliaḋan ó ṡin ḃí na ċóṁnuiġe i gCarraig an Ime amadán gur ḃ'ainm dó Séamas."
2. Abair ar ċuma éigin eile:—
(*a*) gur ḃ'ainm dó Séamus.
(*b*) do ṫárla go raiḃ Séamus 'sa' poḃul.
(*c*) do ċas sé leo an peacaḋ a ḃí acu 'á ḋéanaṁ.
(*d*) nuair a ṫeip ar Séamus a ċur ḟéaċaint ar aoinne aon truím do ċur ann.
(*e*) do ċrom sé ar ġol.
3. "Ċuir sé béic as ba ṫreise ⁊ doḃ' aoirde ná an ċéad ḃéic."
Taḃair uait an bun-ċéim do "ba ṫreise" ⁊ "doḃ' aoirde."
4. "áilteóirí garsún." "aġaiḋ béil."
"ag taḃairt Aifrinn." "ċun buaċalla eile."
"i gceann tamaill." "le h-anman t'aṫar."
Cad is tuiseal do:—garsún, Aifrinn, tamaill, béil, buaċalla, aṫar?
5. Cad is tuiseal ainmneaċ dóiḃ?
6. Cad is innscne do:—
béic, Aifreann, suím, cogar, altóir, áit, peacaḋ?

# 7.—DÁ ĠÉ.

## CEISTEANNA.

1. Cé a ḃí ag teaċt abaile ó ṫig an tSagairt?
2. Cad a rug ann iad?
3. An raiḃ aoinne le na gcois?

4. An rabadar ag siúbal ?
5. Cad a ċonnacadar ar an bpáirc ?
6. Cia'cu ṫug sé ndeara ar dtúis iad ?
7. Cad dubairt sí ?
8. Ar aontuig a fear léi ?
9. Aċ cad eile ?
10. Cé labair an tarna h-uair ?
11. Nár aontuig a fear léi ansan ?
12. Ar leanadar ag áiteaṁ ar a ċéile.
13. Fé ḋeire ar ṫáinig tormas ar an mnaoi ?
14 Cad 'na ṫaob ?
15. Agus cad a ḋein sí ?
16 Ar ċómairlig an fear di teaċt abaile ?
17 Ar ḋein sí aṁlaiḋ ?
18. Ar ċeistig sí airís é ?
19 Cad í an ċeist a ċuir sí ċuige ?
20. Cad é an freagra a fuair sí ?
21. Ar ṫaiṫn an freagra léi ?
22. Ar eirig sí ar na stárṫaib ansan ar fad ?
23. 'Sa buile ⁊ 'sa' bfeirg dí cad a ḋein sí ?
24. Ar ġéill a fear di ansan ?
25. Cad a ḋein sé nuair a ṫeip air í ṫabairt abaile ?
26. Cad 'na ṫaob gur ṫug sé a h-aṫair ⁊ a máṫair ann ?
27. Ar ṫeip air féin aon ṁoċú do baint aisti ?
28. Ar ċeap sé go n-éistfeaḋ sí leo súd ?
29. Nuair a ṫánadar ⁊ nuair a ċonacadar sínte ar an mbóṫar í ar ċeapadar go raib sí marb ?
30. Cad é an cros a bí uirṫi ?
31. Ar leog sí uirṫi beiṫ marb ?
32. Ar ċeap a fear go raib sí marb ?
33. Ar leog sé air gur ċeap ?
34. Cad deineaḋ leis an gcorp mar ḋ'eaḋ ?
35. Ar deineaḋ í ṫórraṁ ?
36. Cé ṫáinig go dtí 'n tórraṁ ?
37. Oiḋċe an tórraiṁ cad a ḋein a fear a gan fios d'aoinne ?
38. Ar ṫug sé cogar do'n ċorp ?
39. Ar ṫug sé cómairle a leasa ḋi ?
40. Cad é féin ?
41. Ar airig an corp í ?
42. Conus é sin ? Ceapas ná féadfaḋ corp tu aireaċtaint ?
43. Ar glac sí a cómairle ?
44. Aċ cad eile ?

45. Ar nDó! d'aontuiġ a fear léi annsan agus an treó 'na raiḃ sí?
46. Cad é an freagra a fuair sí uaiḋ?
47. Ar éiriġ sí ón mbórd?
48. An dóiġ leat ná go nduḃairt sí léi féin:—"Taḃarfad-sa anaiṫe ḋó san i dtreó go gcaiṫfiḋ sé géilleaḋ ḋom"?
49. Agus cad is dóiġ leat a duḃairt a fear leis féin?
50. Ar ḟan sí mar a raiḃ aici sínte ar an mbórd?
51. Agus ar ṫug a fear cead a cinn di?
52. Ar ṫáiniġ lá na socraide?
53. Cad deineaḋ leis an gcorp?
54. Ar ġluais an tsocraid?
55. A' dtángadar ċun na roilige?
56. Nuair a ṫáiniġ an tsocraid go dtí 'n roiliġ an raiḃ an uaiġ dúnta?
57. An raiḃ aon tsagart ag an socraid?
58. Cad a ḋein sé ag an uaiġ?
59. Annsan cad deineaḋ leis an gcóṁrainn?
60. Ar caiṫeaḋ cré isteaċ san uaiġ?
61. Cad leis?
62. Cár ṫuit an ċré?
63. Nuair a caiṫeaḋ an ċré anuas ar an gcóṁrainn cad a ṫárla?
64. Cad 'na ṫaoḃ gur sgread sí?
65. An raiḃ eagla uirṫi go gcuirfí beó i dtalaṁ í?
66. An cuiṁin leat na focail a duḃairt sí?
67. Cad a ḋein na daoine nuair airiġeadar an corp ag cainnt?
68. Agus cad a ḋein a fear nuair a riṫeadar?
69. An raiḃ an bean boċt leaṫ-ṁúċta?
70. Naċ mór an iongnaḋ nár múċaḋ ar fad í?
71. Mar sin féin nár ġreannṁar an duine a fear agus í ċur 'na beaṫaiḋ?
72. An raiḃ sé dáiríríḃ in ao'ċor?
73. Cad 'na ṫaoḃ gur leog sé air í ċur?
74. Ar ṁúin sé ciall di?
75. Nuair a tógaḋ as an gcóṁrainn í an raiḃ sí ana-lag?
76. Cá ḃfios duit?
77. Nuair a ṫáiniġ sí ċúiċi féin cár ġaḃadar?
78. Ag teaċt abaile ḋóiḃ cad a ċonacadar airís?
79. Canad?
80. Cé labair ar dtúis?
81. Cad duḃairt sí?
82. Ar ḋóiġ leat as a cainnt go raiḃ ciall ċeannaiġ aici?

83. Ar ḃuaiḋ an fear uirṫi?
84. Cad dubairt sé ansan?
85. Ó! ar ġanndal an tarna h-éan.
86. Aililiú! arḃ é an ganndal fé ndeár an toirmeasg go léir?
87. Dá mbeaḋ foiḋne ag an mnaoi an mbeaḋ aon ċlampar eatorṫa?
88. Conus a ḋ'iompair sí í féin an ċuid eile dá saoġal?

## GRAMADAĊ.

1. Do ċaiṫ an bean í féin ar an mbóṫar. "Eiriġ," arsan fear, "agus téanam ort abaile." "Do ḋún sí a súile ⁊ do leog sí uirṫi beiṫ marḃ."
Cuir an méid sin tuas 'sa n-uiṁir iolraiḋ?
2. Cuir gaċ aon ḃriaṫar, atá sna páiḋtiḃ seo síos, sa n-aimsir fáistiniġ:—
(a) d'fan sí mar a raiḃ aici.
(b) ġluais an troċraid.
(c) do tanaṫar ċun na roilge.
(d) ḃí an uaiġ ar leaṫaḋ.
(e) do léiġ an sagart na paidreaċa.
(f) do cuireaḋ an ċóṁra síos san uaiġ.
(g) do caiṫeaḋ sluasad cré anuas uirṫi.
3. Cuir an focal "deirim" roim gaċ aon ráḋ acu so síos, ⁊ ansan sgríoḃ gaċ ráḋ acu airís:
(a) "bíoḋ ciall agat."
(b) "leig amaċ ar so mé."
(c) "is cuma liom cia'cu."
4. (1) "ṫánadar ċun an tórraiṁ."
(2) do ġoil sé ós cionn an ċuirp.
(3) do tánaṫar ċun na roilge.
(4) ṫóg sé aníos ar an gcóṁrainn í.
Cad is tuiseal do gaċ aon ainm ṫuas?
5. Cuir isteaċ na focail atá i n-easnaṁ ar na páiḋtiḃ seo:—
(a) ḃí an uaiġ—leaṫaḋ
(b) do leanadar—áiteaṁ—a céile.
(c) do ġluais an troċraid—maidin.
(d) d'fan sí mar—aici.

# 8.—CAD A ĊAM SRÓN FÍRÍN?

## CEISTEANNA.

1. An mór na mná a ḃí 'na gcóṁnuiḋe i n-aice 'ċéile ?
2. Ar ṁná óga iad ?
3. An tiġṫe móra a ḃí acu ?
4. Cad ab ainm dóiḃ ?
5. An raiḃ dúil i mbotántuiḋeaċt agus i gcabairéaċt acu ?
6. Cá ḃfios duit ?
7. An raiḃ gaḋairín ag duine acu ?
8. Cia'cu 'cu ?
9. Cad ab ainm do'n ġaḋairín?
10. A' dtaiṫneaḋ botántuiḋeact le Fírín leis ?
11. Cad é an ċúis go ndeireann tú go dtaiṫneaḋ ?
12. Nuair a ḃíoḋ Murainn ⁊ Méiḃín ⁊ Fírín i dteannta céile cois na teine i mbotáinín Ṁurainn conus a ḃídís suiḋte ag an dteine ?
13. Cad a ḃíoḋ 'á ḋéanaṁ ag an mbeirt ban ?
14. Agus conus a ḃíoḋ Fírín ?
15. Cad a ḋein Méiḃín, lá, nuair a ḃí fearg uirṫi ?
16. Cad a ċuir an fearg uirṫi ?
17. Agus ar ṫáinig sí, d'aon ġnó, ċun é agairt ar Ṁurainn ?
18. An lá so, adeirim, cé ḃí le na cois ?
19. Cár suiḋ sí tar éis teaċt isteaċ di ?
20 Cad a ḃí 'na h-aigne ?
21. Bruiġean a ḃí uaiṫi, an eaḋ ?
22. Ar ṫeip uirṫi aon ċúis aiġnis d'ḟáġail ?
23. Fé ḋeire cad a ṫug sí fé ndeara ?
24. Cad duḃairt sí mar ġeall air ?
25. Agus cad is dóiġ leat a duḃairt sí léi féin ansan ?
26. An nduḃairt sí :—"Seaḋ ! tá cúis faċta agam anois" ?
27. Conus a ṫosnuiġ an t-aiġneas ?
28. Cad é an freagra ṫug Murainn uirṫi mar ġeall ar srón Fírín ?
29. Ná raiḃ an ceart aici ?
30. Agus nárḃ éaċtaċ an roraire Méiḃín ?
31. Ar ċuir freagra Ṁurainn tuille feirge ar Ṁéiḃín ?
32. Cad duḃairt sí ansan léi ?
33. Ar leanadar mar sin ag tabairt droċ-ṫarcuisne d'a ċéile ?
34. Fé ḋeire cad a ḋeineadar ?
35. Agus ar fan Fírín macánta ?

36. I gceann tamaill cé ṫáinig isteaċ?
37. Agus cad a ḋein sí?
38. Ar ḃfada gur ṫáinig duine eile?
39. Cad a ḋein sise?
40. Ar ṫáinig na cóṁarsain go léir?
41. Cad 'na ṫaoḃ gur ṫánadar?
42. An 'na nduine a's 'na nduine do ṫánadar?
43. Cad a ḋeineaḋ gaċ aoinne acu sé mar a ṫagaḋ sé?
44. Ar leaṫ an coíṁsgar?
45. Nuair a ṫagaḋ aonaċ nú margaḋ cad a ṫuiteaḋ amaċ?
46. An mbíoḋ na daoine a' marḃaḋ a ċéile?
47. A' dtuigidís cad 'na ṫaoḃ go mbídís ag bruiġean?
48. Nár ṁór an ṁí-ċiall ḋóiḃ é?
49. Cad 'na ṫaoḃ go ndéarfá é?
50. Agus aon sdróinséir a ṫagaḋ an treo nuair a ḟiafruiġeaḋ sé cad fé ndeár an bruiġean cad é an freagra a tugtí air?
51. Agus ar ḃ'é Fírín fé ndeár an toirmeasg go léir?
52. Agus an mbíoḋ "cad a ċam srón Fírín?" i mbéalaiḃ na ndaoine?
53. Agus dá ḋeasgaiḃ sin an sean-ḟocal anois é?
54. An mar a ċéile "cad a ċam srón Fírín?" agus "neaṁníḋ"?

## GRAMADAĊ.

1. Abair na ráiḋte seo síos ar ċuma éigin eile.
   (*a*) Méiḃín ab ainm do ṁnaoi acu.
   (*b*) ċeap Méiḃín é agairt uirṫi.
   (*c*) agus is tú is fearr ċuige.
   (*d*) siúd i gcoċall a ċéile iad.
   (*e*) "cad a ċam srón Fírín" a tugtí mar ḟreagra air.
2. Cad is tuiseal dos na h-ainmneaċa so síos?—
   (*a*) do'n ṁnaoi eile.
   (*b*) ar lic an tínteáin.
   (*c*) tar éis na h-aimsire.
   (*d*) cad fé ndeár an bruiġean.
3. (*a*) "Ní caime anois a srón ná mar a ḃí sí."
   (*b*) "Agus tú is fearr ċuige."
   Tabair uait an bun-ċéim de "caime" agus "fearr."
4. "Beirt sean-ban a ḃí 'n a gcóṁnuiḋe i dá mboṫán beaga."
   Cuir an abairt sin 'sa n-uiṁir uaṫaiḋ.

8. Cad is mó coingeallaċ dos na briaṫaraiḃ seo síos?—
(*a*) "do ṡuiḋ Fírín ar lic an tinteáin."
(*b*) d'ḟéaċ sí ar ṡrón an ṁaidrín.
(*c*) ṫug sí fé ndeara go raiḃ an tsrón cam.
(*d*) "cad a ċam srón Fírín?" arsa Méiḃ.

## 9.—CNÓḊA SEASGA.

### Ceisteanna.

1. 'Sa sgéal so an mór na fir a ḃí ag cainnt le ċéile?
2. Cér ḃ'iad féin?
3. Cad a ḃí ar siúḃal acu?
4. An ḃfuil 'fios agat-sa cé ḋein an ċéad aigneas riaṁ?
5. Nár ḃ'é Fírín?
6. Cad duḃairt Seanaċán mar ġeall air?
7. Cad a ḃí le ráḋ ag Marḃán 'na ṫaoḃ?
8. Do réir Ṁarḃáin cé ḋein é?
9. Cad í an ċeist a ċuir Seanaċán ċun Marḃáin?
10. Cad duḃairt Marḃán?
11. Cad é an tiodal a ṫug Marḃán do Ṡeanaċán nuair a labair sé leis?
12. Ar Rí Seanaċán?
13. Cad eile?
14. Conus a ṫosnuiġ an ċéad coirmeasg riaṁ do réir Ṁarḃáin?
15. An mó duine a ṫroid?
16. Cad 'na ṫaoḃ gur ṫroideadar?
17. An raiḃ 'fios acu gur ċnóḋa seasga iad?
18. Dá mbeaḋ 'fios acu an dóiġ leat a' dtroidfidís?
19. Ar ṫroideadar go fíoċṁar?
20. Cá ḃfios duit?
21. Ó! Dia linn! náċ olc an gnó a ḋeineadar!
22. Ar osglaḋ na cnóḋa?
23. Caṫain?
24. Ar fuaraḋ lán iad?
25. An raiḃ aoinníḋ istiġ ionnta?
26. Cad é an sagas iad?

27. Cad a ḃí aiges gaċ aoinne 'á ráḋ ansan?
28. Cad é an gnó dít-céille a ḋeineadar?
29. Nach minic a ṫuiteann a leiṫéid sin amaċ, daoine ag troid le ċéile mar ġeall ar neaṁníḋ?

## GRAMADAĊ.

1. Cad is innsce dos na h-ainmneaċa so síos agus cad is tuiseal dóiḃ?—
   (*a*) do ṫroid beirt mar ġeall ar na cnóiḃ.
   (*b*) ní raiḃ ionnta aċ na plaoisg.
   (*c*) cnóḋa seasga do ḋein an ċéad toirmeasg riaṁ.
2. Cuir isteaċ na focail atá i n-easnaṁ anso:—
   (*a*) —— é Fírín a ḋein an ċéad aiġneas riaṁ?
   Deirim —— é.
   (*b*) an cnóḋa seasga do ḋein é?
   Deirim gur ——.
3. Cuir an méid seo 'sa n-aimsir láiṫrig, uiṁir uaṫaiḋ:—
   "Do h-osgalaḋ na cnóḋa, do fuaraḋ folaṁ iad, ní raiḃ ionnta aċ na plaoisg."
4. "Cnóḋa seasga ab eaḋ iad."
   Cuir an ráḋ sin 'sa n-uiṁir uaṫaiḋ.

# 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

## I

### CEISTEANNA.

1. Cár ċóṁnuiġeadar Fionn ⁊ an Ḟiann?
2. An raiḃ cailíní deasa le fáġail i n-Éirinn an uair sin?
3. Cad imṫiġeaḋ ar ċuid acu?
4. Cad é an ċóṁact fé n-a gcuirtí iad?
5. Cad a tugtar ar an gcnoc úd?
6. Cad é an saġas áit-ċóṁnuiġṫe a ḃí istig 'sa' ċnoc acu?
7 Ar ṁar a ċéile agus mná síḋe iad ansan?
8. Caṫain a ċítí iad?
9. 'S dóċa gur cailleaḋ fadó iad ⁊ go bfuilid i bFlaiṫeas Dé anois?

10. Agus an ndeireann tú go mbíd siad ann fós?
11. Má táid ní foláir dóiḃ beiṫ ana-ċríona anois?
12. An bfuilid le feiscint anois?
13. Caṫain?
14 An dtaisbeánaid siad iad féin go minic?
15. Cad deirtear i dtaoḃ an té a ġeibeann raḋarc ar ṁnaoi cu?
16. Agus an cnoc n-a mbíd siad cad a tugtar air?
17. Cad 'na ṫaoḃ?
18. An é sin an ainm a ḃí air i gcóṁnuiḋe riaṁ?
19. Cad eile?
20. Cia'ca ċun uilc nú maiṫeasa ḋéanaṁ a ṫaisbeánaid na "h-óg-ṁná finna" iad féin?
21. Náċ olc uaṫa beiṫ ag déanaṁ díoḃála agus iad ċóṁ breáġ san?
22. Agus cad é an díoḃáil a ḋeinidís?
23 Cailíní eile do ḃreiṫ leo, an eaḋ?
24 An mbeiridís leo cailíní aosta?
25. Cad eile?
26. Ar ṫaisbeáin duine acu í féin do ċailín?
27. Cad 'na ṫaoḃ?
28 Agus an meallaḋ a h-áilneaċt an cailín?
29. Agus d'á ḋeasgaiḃ sin an dtagaḋ mearḃall ar an gcailín i dtreó ná féadaḋ sí gan dul in aonḟeaċt léi?
30. Cá mbeirtí an cailín boċt?
31. An mbíoḋ a muintir ar a lorg?
32. An dtugaidís fé ndeára í beiṫ imiġṫe in ao'ċor?
33. Cad 'na ṫaoḃ?
34. Mo ḋeacair! iarlis éigin seana-ṁná in inead a gcailíní óig áluinn! an eaḋ?
35. Agus an mbíoḋ sláinte ṁaiṫ ag an iarlis sin?
36 Dá ḃríġ sin an mbídís cráiḋte ciapaiṫe aici?
37. Agus an mar sin a ḃíoḋ an sgéal acu ċun go ḃfaġaḋ sí bás?

## GRAMADAĊ.

1. Cuir na páirte seo 'sa n-aimsir láiṫriġ uiṁir uaṫaiḋ:—
   (*a*) "Ba ṁar-a-ċéile ansan iad agus mná síḋe."
   (*b*) Ṫaisbeánaḋ na h-óg-ṁná finna iad féin.
2. (*a*) "Do tugaḋ 'Sliaḃ na mBan bFionn' ar an sliaḃ."
   (*b*) Ṫaisbeánaḋ cuid des "na h-óg-ṁna finna" iad féin.

Cuir síos ar an deifiriġeaċt atá idir "na mban bfionn" agus "na h-óg-ṁná finna."

3. Abair ar ċuma éigin eile :—
   (*a*) Sliaḃ Feiṁin an ainm a ḃí roimis sin air.
   (*b*) do béarfaí an cailín ċun siúbail.

4. Cuir an ráḋ so 'sa n-aimsir ḟáistiniġ, uiṁir uaṫaiḋ :—
"Ní feictí iad aċ nuair ba ṁaiṫ leo iad féin do ṫaisbeáint."

5. "Nuair a ḃí Fionn ⁊ an Fiann i réim i nÉirinn."
Cad is tuiseal do'n focal "Éirinn"?
Cad is tuiseal ainmneaċ dó?

## 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

### II.

### Ceisteanna.

1. Ar deineaḋ beart de'n tsórd san le déanaiġe?
2. Canad?
3. Cé ċóṁnuiġ san áit?
4. An raiḃ aon ċlann aige?
5. Cad é an t-aos do ḃí aici?
6. Cad é an saġas geárra-ċaile a ḃí innti?
7. An mbíoḋ daoine 'á tabairt fé ndeara?
8. Cad 'na ṫaoḃ?
9. An bféadaidís a súile a ḃogaḋ ḋi?
10. Aoinne a deireaḋ aon focal ag molaḋ a breáġṫaċta ċaiteaḋ sé rud éigin a ḋéanaṁ 'san am gcéadna.—Cad é an rud é?
11. Seile do ċaiteaṁ uirṫi! Nár ġránna an béas é?
12. Agus cad ċuige sin?
13. Ar ṁaiṫ leis na daoine maiṫe í ḃreiṫ leo?
14. An gcuireaḋ san cosg leo?
15. An dtaiṫneaḋ an béas san leis an leanḃ?
16. Ar ḃ'aon iongnaḋ é?
17. An dtuigeaḋ sí an bríġ a ḃí leis?
18. Ar ṁol seana-ḃean í lá?
19. Ar ċaiṫ sí seile uirṫi?
20. Cad 'na ṫaoḃ?

21. Cad a ċonnaic an leanḃ an lá san?
22. Ar ḃ'é dearmad na seana-ṁná sé ndeár é?
23. Cad imṫiġ ar an leanḃ d'á ḃárr?
24. Ar ḃ'í an leanḃ a ḃí ann in ao'ċor?
25. Cad a ḃí na h-inead?
26. Cé ċuir ann í?
27. Ar sgiobaḋ an leanḃ?
28. Caṫain a cailleaḋ an iarlis?
29. An raiḃ na daoine ceanaṁail ar an leanḃ?
30. Cá ḃfios duit?
31. Cia'cu ba ṁó buairt na ndaoine nú buairt aṫar ⁊ máṫar an leinḃ?
32. An raiḃ ḟios acu gur fuaduiġeaḋ an ingean áluinn a ḃí acu?
33. Cad a ċeapadar 'na ṫaoḃ?
34. Aċ na daoine tuirsgionaċa a ḃí ann, cad a ṁeasadar san?

## GRAMADAĊ.

1. 'Gurḃ' ar éigin ḟéadaḋ aoinne a ċíoḋ í a súile tógaint di.
Fág amuiġ "gur" ⁊ ansan abair an ráḋ ar ċuma éigin eile.
2. Cuir an ráḋ so 'sa n-aimsir láiṫriġ:—
"Ḃíoḋ árd-ḟearg ar an leanḃ féin nuair a caiṫtí na seilí uirṫi, agus níor ḃ'iongnaḋ san."
3. Abair ar ċuma éigin eile:—
(a) do buaileaḋ breóiḋte an leanḃ.
(b) ba léir do gaċ aoinne . . . . .
(c) níor ḃ'ḟiú tráċt ar an mbuairt a ḃí ar aoinne seaċas an ḃuairt a ḃí ar aṫair an leinḃ.
4. Cad is tuiseal dos na ainmḟoclaiḃ atá ṫuas i n-uiṁir a 3?— (a) leanḃ.
(c) an buairt—ar aṫair an leinḃ.
5. Cad is inisgne dos na h-ainmneaċa atá le fáġail n-uiṁir a dó?

# 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

## III.

### Ceisteanna.

1. Cá raiḃ an ḃean 'na cóṁnuiġe?
2. Cad é an sliaḃ é?
3. An ar ṫaoḃ na foṫana a ḃí a tiġ?
4. Cad 'na ṫaoḃ go ndeirir é sin?
5. Cad é an slíġe ṁaireaċtaint a ḃí ag an mnaoi?
6. Tá ainm sé leiṫ ar a leiṫéid. Cad é féin?
7. Cad a ḋeineaḋ sí leis an olann?
8. Agus cá ḃfaiġeaḋ sí í?
9. An aṁlaiḋ ḟásann olann?
10. Cá ḃfásann sí?
11. Innis dúinn anois cad a ḋeineaḋ sí leis?
12. Agus a ḟníoṁaḋ sí é?
13. Cad leis?
14. An ndeineaḋ an túirnín snáṫ ḋi?
15. Cad a ḋeineaḋ sí leis an snáiṫín?
16. Conus a ḃíoḋ an snáṫ toċraiste aici?
17. Nuair a ḃíoḋ na ceirtlíní deasa déanta aici cá gcuireaḋ sí iad?
18 Agus na daoine go mba leo iad cad a ḋeinidís leo?
19. Cad 'na ṫaoḃ go gcuirtí ag triall ar an ḃfíġeadóir iad?
20. Cad deintí leis an mbréidín?
21. Cé ḋeineaḋ caróg de d'ḟear an tiġe?
22. An ḃfaiġeaḋ bean an tiġe aon ḃall éadaiġ de?
23. Agus aoinne a ċíoḋ an ċaróg nua ar an ḃfear nú an clóca ar a ṁnaoi cad deireaḋ sé?
24. An mbíoḋ an ḃean aḃrais ana-ḃuiḋeaṁail?
25. An mbíoḋ sí ag obair i gcaiṫeaṁ an lae?
26. Agus an ḃféadaḋ sí teaċt suas leis an obair ansan?
27. Cad a ḟiafruiġeaḋ na daoine go mba leo é?
28. Cad a ḋeineaḋ an ḃean ḃoċt ċun an riġnis do luíġeadú?
29. An mbíoḋ solus na gréine aici?
30. Cad eile?
31. Cad 'na ṫaoḃ go dtugtí solus áirneáin air?

### GRAMADAĊ.

1. "Nuair a ḃíoḋ an snáṫ toċraiste aici 'n-a ċeirtlíniḃ deasa cruinne cruaḋa, ċuireaḋ sí aḃaile é ag triall ar an muintir go mba leo é."
Cuir an abairt sin 'sa n-aimsir ḟáistiniġ.
2. Cuir ". . . na ċeirtlíniḃ deasa cruinne cruaḋa" 'sa n-uiṁir uaṫaiḋ.
3. Cad is tuiseal do gaċ aon ainm díoḃ so síos, ⁊ cad is innsce ḋó?—
(a) bean abrais ab eaḋ í.
(b) agus deintí bréid de.
(c) do ḋeineaḋ an táilliúir casóg de d'ḟear an tiġe.
(d) bíoḋ solus áirneáin aici.
(e) bíoḋ sí a d'iarraiḋ an riġnis do luiġeaḋú.
4 "Bíoḋ ní ba ṁó de'n olann aici."
Cuir é sin 'sa n-aimsir láiṫriġ.
5. "Go mairir agus go gcaiṫir é!"
Cuir é sin i bfuirm mallaċta.

# 10.—Sliaḃ na mBan bḞionn.

## IV.

### CEISTEANNA.

1. Nuair a ḃíoḋ an ḃean abrais ag áirneán conus a ḃíoḋ an saoġal ag na daoine eile?
2. An 'na h-aonar a ḃíoḋ sí?
3. Oiḋċe áiriṫe agus í ag áirneán cad d'airiġ sí?
4. Cé ṫáinig an dorus isteaċ ċúiċi?
5. Cad a ḃí roir a láṁaiḃ acu?
6. Ar aiṫin sí ar dtúis cad a ḃí acu 'á ṫaḃairt isteaċ?
7. Caṫain aiṫin sí é?
8. Agus cad é an rud é?
9. Cad a ḋeineadar léi?
10. Ar ḟan an ḃean abrais mar a ḃí aici ag obair?
11. Cad a ḋein sí?
12. Cad duḃairt sí leo?
13. Cad é an freagra a fuair sí?

14. Nuair airiġ sí é cad a ḋein sí?
15. Ar ḋein na leiġseana maiṫeas do'n ṁnaoi breoite?
16. Ar ṫáinig sí ċúiċi féin?
17. Cad a ḋein sí a ṫaisbeáin go raiḃ sí ag dul i bfeabas?
18. Ar iṫ sí aon biaḋ?
19. Cé uaiḋ?
20. Ar ġaiḃ sí a buiḋeaċas léi toisg í leiġeas?
21. Ar laḃair sí in ao'ċor?
22. Ar ṫáinig sí ċúiċi féin go h-iomlán?
23. Ar labair aoinne léi?
24. Cé laḃair ⁊ cad duḃairt sí?
25. Ar ḋein an bean breóite aṁlaiḋ?
26. Ar imṫiġ an ṁórḟeisear ban?
27. Ar laḃradar in ao'ċor?
28. Cé leis?
29. Cad duḃairt sí?
30. Cér b'í "bean an bréidín"?
31. Cad 'na ṫaoḃ gur ṫugadar an ainm sin uirṫi?
32. An bréidín a ḃí ar siúbal aici?
33. An aḋbar bréidín snáṫ?
34. Agus cad eile cad dúḃradar?
35. Nár ṁaiṫ an ċabair é do'n ṁnaoi boiċt?
36. Comáin leat ⁊ innis dúinn an ċuid eile de'n leaṫ-rann?
37. An nduḃradar gur bḟearr-de iad congnaṁ ḟáġail?
38 Congnaṁ ċun an bréidín do ḋéanaṁ, an eaḋ?
39. Aċ cad eile?
40. Ní ḟeadar an raḃadar ag tagairt do'n ċongnaṁ a ṫug an bean abrais dóiḃ nuair a leiġis sí an bean breóite?
41. Agus an mar ġeall air sin a ḃíodar ag cabrú léi?

## GRAMADAĊ.

1. "An marḃ atá an bean san?" Ní h-eaḋ."
"Níl aċ iarraċt de laige uirṫi."
Cuir é sin 'sa n-aimsir ċaiṫte.
2. "Sín anois go fóil, a 'nín ó."
Sgríoḃ go h-iomlán an focal 'nín.
3. Abair ar ċuma éigin eile:—
'Má's bréidín seo ar siúbal agat."
4. Cad é an deifiriġeaċt atá idir:—
"Is fearr-de sinn congnaṁ ḟáġail" agus
"Is fearr linn congnaṁ ḟáġail?"

5. Cuir isteaċ na focail atá i n-easnaṁ anso:—
(a) d'airiġ sí mar beaḋ daoine—teaċt—an dorus ċúiċi.
(b) nuair ḟéaċ sí—an ualaċ.
(c) d'eiriġ sí—ar a caḃail.
6. Cuir sa ṁóḋ ċoinġeallaċ, uiṁir iolraiḋ é seo:—
"Níor ḃ'ḟada go dtáiniġ sí ċúiċi féin."

# 10. Sliaḃ na mBan bFionn.

## V.

### Ceisteanna.

1. Cad a ḋein an bean a ḃí ag cainnt?
2. Caṫain a ċrom sí ar an obair?
3. Cad a ḋein sí nuair a ḃí na focail "is fearr-de sinn congnaṁ ḟáġail" 'á ráḋ aici?
4. Agus cad a ḋein an tarna bean?
5. Ar ḋíriġ sisi ar an obair do ḋéanaṁ leis?
6. Cé air gur ḟéaċ sisi?
7. Agus ar ṫosnuiġ an tríoṁaḋ bean ar obair ⁊ an ċainnt ċéadna ar siúbal aici?
8. Cé air gur ḟéaċ an tríoṁaḋ bean?
9. Cad ċuige?
10. Ar ḋein an ceaṫraṁaḋ bean aṁlaiḋ?
11. An mar sin dóiḃ siar go deire?
12. 'Sa deire an mó duine acu a ḃí sáiḋte 'san obair?
13. Conus a roinneadar an obair eatorta?
14. "Agus iad ag obair ar seol." An ndeallróċá air sin gur daoine leisceaṁla iad?
15. An raiḃ an bean aḃrais sásta leo?
16. Cad a ċonaic sí a ċuir áṫas mór uirṫi?
17. An ḃfeadfaḋ sí féin an gnó ḋéanaṁ ċóṁ maiṫ is a ḋeineadar-san?
18. Conus a ḃí fios aici go raiḃ an cíoraḋ ní b'ḟearr 'ná mar ḟéadfaḋ sí féin é ḋéanam?
19. Conus a ḃí fios aici go raiḃ an sláṁaḋ ní b'fearr?
20. Conus a ḃí an snáṫ déanta acu?
21. Conus a ṫaiṫnaḋ sé leis na daoine go mba leo é?
22. Cad 'na ṫaoḃ go dtaiṫnaḋ sé ċóṁ maiṫ leo?
23. Cé'r ḃ'iad sé ndeár é beiṫ ċóṁ deas?

24. 'Sa' deire cad a ṫáinig ar an mnaoi abrais?
25. Ar ṫáinig sé go h-obann uirṫi?
26. Agus cad d'imṫig uirṫi?
27. Ar b' aon iongnaḋ gur ṫuit sí 'na codlaḋ?
28. Cad 'na ṫaoḃ?
29. Conus a ċodail sí?

## GRAMADAĊ.

1. Abair ar ċuma éigin eile:—
   (*a*) Le linn an ḟocail a ráḋ ḋi.
   (*b*) Ḋírig sí ar an olann do ċíoraḋ.
   (*c*) Bhí beirt ag toċrais agus iad ag obair ar seol.
2. Cuir 'sa n-aimsir láiṫrig é seo:—
   "Ḃí an cíoraḋ ní b'ḟearr mar ḋeineaḋ sé an olann ní ba boige.
   Ḃí an slámaḋ ní b'ḟearr mar ḋeineaḋ sé an olann ní ba réiḋe.
   Ḃí an sníoṁ ní b'ḟearr mar do ḋeineaḋ sé an snáṫ gan oireaḋ agus aon ċasaḋ aṁáin ann ní ba ṁó ná ní ba luġa 'ná mar ba ċeart."
3. Cuir 'sa n-uiṁir uaṫaiḋ firinnsgne é seo:—
   "Mar sin dóiḃ go dtí go rabdar ar a ndóiċeall.
4. Tabair uait bun-ċéim na bfocal:—
   Fearr; boige; réiḋe; mó; luġa.
5. Cuir 'sa n-aimsir ḟáistinig, uiṁir iolraiḋ é seo síos:—
   "Táinig míoġarnaċ uirṫi, agus ṫuit a codlaḋ uirṫi."

# 10.—SLIAḂ NA MBAN BFIONN.

## VI.

### CEISTEANNA.

1. Caṫain a ḋúisig sí as a codlaḋ?
2. Ar ċuiṁnig sí ar dtúis ar cad a ḃí tar éis tuitim amaċ?
3. Cad é an ċéad rud a ḋein sí?
4. Cad 'na ṫaoḃ san?
5. Cé ċeap sí a ḃeaḋ 'sa' tiġ?
6. Agus ná rabdar ann?

7. "D'ḟéaċ sí i dtreó na leapṫan." Cad ċuige?
8. Conus a ḃí an leabaiḋ?
9. An raiḃ aoinne 'sa' tiġ?
10. Ar ċeap sí ansan gur taiḋreaṁ a deineaḋ ḋi?
11. Ar ḟéaċ sí in aon treo eile?
12. Cad é an treo é?
13. Agus an raiḃ an ċruaċ ṁór olla ann?
14. Aċ cad eile?
15. Ar ṫuig sí ansan conus a ḃí an scéal?
16. Ar imṫiġeadar nuair a ḃí an obair déanta acu?
17. Cad 'na ṫaoḃ nár ṫug sí fé ndeara ag imṫeaċt iad?
18. Nuair a ḋein sí maċtnaṁ orṫa ⁊ nuair a ṫug sí ċun a cuiṁne iad cad a ṫuig sí 'na h-aigne?
19. Ar ṁeas sí go raiḃ an ṁórḟeisear breáġ ṫar na beartaiḃ?
20. Aċ ar ḃuaiḋ an t-oċtṁaḋ bean orṫa go léir?
21. Agus cé'r ḃ'í an t-oċtṁaḋ bean?
22. Dá mba ná beaḋ ann aċ an ṁórḟeisear ban an ndéarfaḋ sí gur ṁná breáġṫa deasa iad?
23. Aċ i n-aice na mná a ḃí breóite cad é an saġas iad?
24. An raiḃ an ḃean aḃrais ag cuiṁneaṁ uirṫi?
25. Cad iad na ceisteanna a ḃain léi ná féadfaḋ sí a réiḋteaċ?
26. An raiḃ fios aici cé'r ḃ'í an ḃean breóite?
27. Ná cad a ċuir an fanntais uirṫi?
28. Ná cad 'na ṫaoḃ nár laḃair sí?
29. B'féidir ná raiḃ neart inti ċun labarṫa?
30. Cad a ṫug ann in ao'ċor í?
31. An raiḃ aon deallraṁ aici leis an gcuid eile?
32. Cad 'na ṫaoḃ gur ṫugadar isteaċ leo í?
33. An raiḃ an scéal ag cur na mná aḃrais trí na ċéile?
34. Ar ṫeip uirṫi é ṫuiscint?
35. Ar ċaiṫ sí eiriġe as?

## GRAMADAĊ.

1. Cuir 'sa n-uiṁir iolraiḋ an ráḋ so:—

"Nuair a ḋúisiġ sí as a codlaḋ ḃí sé 'n-a lá ġeal. Ċruinniġ sí a meabair agus d'ḟéaċ sí n-a tiṁċeall."

2. "D'ḟéaċ sí i dtreo na leapṫan."

Cad is tuiseal do'n focal "leapṫan"? Cad is tuiseal ainmneaċ dó?

Cad is innscne dó?

3. "Ḃí cruaċ breáġ mór i n-inead na h-olla."
Cad 'na ṫaoḃ go bfuil an '<u>b</u>' réiṁiġṫe san bfocal "breáġ" ⁊ an '<u>m</u>' réiṁiġṫe san bfocal "mór"?
4. Cad is tuiseal ⁊ cad is innscne do'n ḟocal "olla"?
5. Abair ar ċuma éigin eile:—
(*a*) "Aċ i n-aice na mná a ḃí sa leabaiḋ mná gránna a b'eaḋ iad."
(*b*) "Cad fé ndearna ḋi gan aon ḟocal do labairt."
(*c*) "Do ṫeip uirṫi tón ná ceann ḟáġail air."

# 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

## VII.

### Ceisteanna.

1. I gceann tamaill cad é an gnó a ḃí ar siúḃal airís ag an mnaoi aḃrais?
2. An raiḃ a lán olla ann?
3. Cad a ḋeineaḋ sí leis an olann sar a ndeineaḋ sí snáṫ di?
4. Cad é an t-eagla a ḃí uirṫi mar ġeall air?
5. Cad 'na ṫaoḃ san?
6. An raiḃ ana-ḃruid uirṫi?
7. Cá ḃfios duit?
8. Nuair a ḃí tuitim na h-oiḋċe ann is dóċa go raiḃ an obair geall le beiṫ críoċnuiġṫe aici?
9. Ar ḃ'éigin di an oiḋċe a ṫabairt ag obair?
10 Cad a ṫug sí léi 'na ċóir sin?
11. Agus cad a ḋein sí leis?
12. Cad a ṫuit amaċ i dtosaċ na h-oiḋċe?
13. Cé ḃuail isteaċ ċúiċi?
14 Cad a ḃí ar a ceann aici-sin?
15. Cad a ḋein sí nuair a ṫáinig sí isteaċ?
16. An ndubairt sí aoinníḋ?
17. An é sin a ḃí ar siúḃal ag an mórṡeisear ban?
18. Agus cad é an bríġ a ḃí leis?
19 An ndubradar go ndéanfaidís an gnó do'n ṁnaoi boiċt?
20. An rabadar ag braṫ ar ċongnaṁ ḟáġail uaiṫi?

21. Ar ṫáinig aoinne eile isteaċ?
22 Cé ṫáinig?
23. An raiḃ an leaṫ-rann ar siúḃal aici sin leis?
24. Ar ṫáinig an tríoṁaḋ bean?
25. An mó bean a ṫáinig isteaċ ar fad?
26. Ar ḃ'iad an ṁórṡeisear ċéadna a ḃí ann roimis sin?
27 Ar ċromadar go léir ar obair?
28. Conus a ḋeineadar an obair?
29. An raiḃ 'ḟios ag an mnaoi aḃrais cé'r ḃ'iad féin?
30. An ḃfuil 'ḟios agat-sa cé'r ḃ'iad féin?
31. An raiḃ eagla ar an mnaoi rómpa?
32. An gcuirfidís eagla ort-sa?
33. Ar ċuma leis an mnaoi aḃrais aċ go ndéanfaí an obair?
34 Nár ṁisneaṁail an ḃean í?
35. An fada a leanadar ag obair?
36. Cad a ḋeineadar leis an snáṫ?
37. Agus cad a ḋeineadar leis na ceirtlíní?
38. Cad a ḃí 'sa' ċúinne?
39. An aṁlaiḋ d'ḟás na ceirtlíní ann?
40. Aċ cad eile?

## GRAMADAĊ.

1. Abair ar ċuma éigin eile:—
   (*a*) Ḃí eagla uirṫi ná tiocfaḋ léi go deó na h-aḃraisí ḃeiṫ ollaṁ.
   (*b*) Ḃí éaċt de'n obair gan déanaṁ.
   (*c*) Ċrom sí ar an obair.
   (*d*) Ḃíodar ag obair go tiuġ.
2. Cad is uiṁir do "aḃraisí"?
3. Cuir 'sa n-uiṁir iolraiḋ é seo:—
   "Dein sí suas ar an áit 'na raiḃ an bean aḃrais ag obair ⁊ sáiḋ sí a dá láiṁ san olann."
4. Cuir isteaċ na focail atá i n-easnaṁ:—
   (*a*) Ḃí ualaċ mór olla aici airis—cíoraḋ agus—slámaḋ.
   (*b*) Socruiġ sí—an oiḋċe ṫabairt—obair.
   (*c*) Ċrom sí—an obair.
   (*d*) Ċomáineadar—ag obair.
5. (*a*) "Do h-osgalaḋ an doras."
   Cad is tuiseal do "doras"?
   (*b*) Ḃí an tslamaisc ḋeirineaċ 'n a snáṫ.
   Cad is tuiseal do "tslamaisc" ⁊ cad is innsgne dó?

# 10.—Sliaḃ na mḃan ḃfionn.

## VIII.

### Ceisteanna.

1. Cad duḃairt an ḃean aḃrais leis an mórseisear ban a ḃí ag caḃrú léi?
2. Dá mbeaḋ uirṫi féin an obair do ḋéanaṁ 'na h-aonar caṫain a ḃeaḋ sí déanta aici?
3. Ar ḟreagair aoinne acu í?
4 Cia'cu 'cu, ⁊ cad duḃairt sí?
5. "Is ceart cóṁar do ḋíol." Cad é an cóṁar é?
6. An rud a ḋein an ḃean aḃrais dóiḃ an oiḋċe úd ná raiḃ sé ar a gcumas féin é ḋéanaṁ?
7. Agus cad é an rud é?
8. "Is é is lúġa is gann dúinn teaċt ⁊ an congnaṁ so ṫabairt duitse." Cé duḃairt é sin ⁊ cé leis go nduḃraḋ é?
9 An raḃdar sé ċomaoin aici?
10. An raḃdar ag braṫ ar ċabair eile fáġail ó'n ṁnaoi aḃrais?
11. Cá ḃfios duit?
12. Cad iad na focail a duḃairt sí do ḋeallruiġ go raḃdar?
13. An raiḃ an ḃean aḃrais tugṫa do ċaḃrú leo?
14. Cá ḃfios duit?
15. Cad iad na focail a labair sí do ċuir i n-iúil go raiḃ?
16. Nár ċneasta an freagra é?
17 Cad a ḋeineadar nuair a ḃí an obair críoċnuiġṫe acu?
18. Ar ċlúduiġdear a gceannaċa?
19. Cad leis?
20. Cad 'na ṫaoḃ san?
21. Conus a ḋeineadar an obair?
22. ar ṫug na cóṁarsain sé ndeara feaḃas na h-oibre?
23. Agus dá ḋeasgaiḃ sin ar ṁéadaiġ gnó na mná aḃrais?
24. Conus a ṫagaḋ an olann ag triall uirṫi?
25. An mbíoḋ ana-ḃruid uirṫi?
26. An mbíoḋ an iomarca le déanaṁ aici uaireanta?
27. An mbíoḋ sí ábalta ar ṫeaċt suas leis?
28 Cad 'na ṫaoḃ?
29. Ḃféidir go ḃféadfaḋ sí teaċt suas leis aċ a díċeall a ḋéanaṁ?
30. Ná raiḃ sé ar a cumas teaċt suas leis in ao'ċor?

31. An gcaiṫeaḋ sí an olann do ċur abaile arís ċun na ndaoine go mba leo í?
32. An bfaiġeaḋ sí congnaṁ ó aoinne?
33. Cé uaiḋ?
34. Nár ṁaiṫ na daoine iad?
35. Ar ḋóiġ leat gur ċeart do'n ṁnaoi aḃrais beiṫ buiḋeaċ díoḃ?
36. An cuiṁin leat cad a léiġeamair an lá fé ḋeire i dtaoḃ inġine an duine uasail?
37. Innis dúinn anois cad d' imṫiġ uirṫi?
38. Agus an raiḃ sí ċun báis d'ḟáġail?
39. Ar ḃ'í í féin a ḃí ag fáġail ḃáis?
40. Ar ċeap a muíntir gurḃ í?
41. An cuiṁin leat cad a ṁeas na daoine tuisgionaċa a ḃí 'sa' ċóṁarsanaċt?
42. Agus cad d' imṫiġ ar an iarlis?

## GRAMADAĊ.

1. "Táim ana-ḃuiḋeaċ díḃ, ní fios caṫain a ḃeaḋ an méid sin oibre déanta agam dá mbeaḋ orm é ḋéanaṁ am' aonar."
Cuir na focail "duḃairt sí go" roim an ráḋ san suas, agus abair an ráḋ ar fad ansan i dtreo go mbeiḋ ciall leis.
2. Abair ar ċuma éigin eile:—
(*a*) is ceart cóṁar do ḋíol.
(*b*) is é is luġa is gann dúinn teaċt ⁊ an congnaṁ so ṫaḃairt duit-se.
(*c*) do deineaḋ an obair ċóṁ maiṫ san gur ṁéaduiġ ar an gcúram a cuirtí ar an mnaoi aḃrais sin.
3. Cad is tuiseal geineaṁnaċ do:—
Cóṁar; congnaṁ; obair; mnaoi?
4. "D'eiriġeadar ⁊ ṫarraingeadar caipíní a gclócaí anuas ar a gceannaċaiḃ ⁊ d'imṫiġeadar."
Cuir an abairt sin suas 'sa n-aimsir ḟáistinig, tríoṁaḋ pearsa baininnscne, uiṁir uaṫaiḋ.

# 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

## IX.

### Ceisteanna.

1. An oiḋċe ċéadna gur cailleaḋ an iarlis cé ṫáinig isteaċ go dtí an bean aḃrais?
2. Agus cad a ḃí 'á ṫionnlacan acu?
3. Ar ṫáinig eagla ar an mnaoi aḃrais rómpa?
4. Cad 'na ṫaoḃ nár ṫáinig?
5. Cé labair ar dtúis?
6. Ar b'í sin an bean a labraḋ i gcóṁnuiġe?
7. Ar b'í an ceann uraid a ḃí ar an gcuid eile í?
8. Cad dubairt sí?
9. Cad a ḋein an bean aḃrais?
10. Cad 'na ṫaoḃ gur ṗreab sí ċúċa?
11. Ar ċeap sí go raiḃ an cailín marḃ?
12. Cad 'na ṫaoḃ gur ċeap sí é?
13. Conus a ṫóg sí an cailín uaṫa?
14. Ar aiṫin sí an cailín?
15. Caṫain a ḋ'aiṫin sí í?
16. Cé ḃí ann?
17. Ar leog sí uirṫi gur aiṫin sí í?
18. Cad a ḋein sí léi?
19. Nuair a ḃí an cailín sínte ar an leabaiḋ aici cad a ċrom sí ar ḋéanaṁ?
20. Ar ḋein sí a leiṫéid d'obair ċeana féin?
21. Caṫain.
22. Ḃí rud draoiḋeaċta ag an mnaoi aḃrais, cad é an rud é?
23. Dá sáiḋtí an biorán suain isteaċ i gceann duine, cad a ḋ'imṫeoċ' air.
24. Agus caṫain a ḋúiseóċ' sé as an gcodlaḋ?
25. Ar b'é sin cúis gur tugaḋ "biorán suain" ar an rud?
26. Cad a ḋein an bean aḃrais leis an mbiorán suain?
27. Ar ṫug an ṁórḟeisear sé ndeara í?
28. Cad 'na ṫaoḃ nár ṫugadar?
29. Cad a ḃí acu 'á ḋéanaṁ?
30. Nár ḋúṫraċtaċ na daoine iad?
31. Agus cad a ḃí ag an mnaoi aḃrais 'á ḋéanaṁ, mar ḋ'eaḋ?
32. Cad 'na ṫaoḃ nár ṫugadar féin sé í ṫógaint as an bḟann-ṫais?

33. Ar ṫug an bean aḃrais sé ndeara go raiḃ an oiḋċe ag imṫeaċt ?
34. Ar ḃ'é sin a ḃí uaiṫi ?
35. Ar ṫáinig an cailín ċúiċi féin ?
36. An raiḃ aon deallraṁ uirṫi go dtiocfaḋ sí ċúiċi féin go luaṫ.
37. Cad 'na ṫaoḃ nár ṫáinig sí ċúiċi féin sé mar a ṫáinig an cailín eile ?
38. An raiḃ aon ċur-trí-ċéile ar an mórṡeisear mar ġeall uirṫi ?
39. Cad 'na ṫaoḃ ?
40 Ná féadfaidís fanaṁaint ann ?
41. Cad a ḃí acu 'á déanaṁ eatorṫa féin ?
42 An raḃdar ag cur agus ag cúiteaṁ mar ġeall uirṫi ?
43. I ndeire na cogarnaiġe cé laḃair ?
44 Cad duḃairt sí ?
45. An nduḃairt sí aire ṁaiṫ do ṫaḃairt do'n ċailín ?
46. Cad a ġeall sí do'n ṁnaoi mar ċúiteaṁ ?
47 An raḃdar ċun filleaḋ ṫar n-ais arís ?
48. Caṫain ?
49 An raḃdar ag braṫ air go mbeaḋ an cailín tagaiṫe as an bfanntais nuair a ṫiocfaidís arís ?
50. Agus ar ġeall an bean aḃrais dóiḃ go dtaḃarfaḋ sí aire ṁaiṫ do'n ċailín ?
51. Nár ṁór an rógaire í ?
52. Agus ná raiḃ bréag aici d'á insint ?
53. Ar ḃ'éigin dóiḃ imṫeaċt ansan roim glaoḋaċ an ċoiliġ ?

## GRAMADAĊ.

1. Cuir isteaċ na focail atá i n-easnaṁ anso :—
(a) tá gáḋ—do ċaḃair againn.
(b) tóg sí—a bacalainn an cailín.
(c) ḃí rud aici go dtugtí biorán suain——.
(d) tiocfaiḋ codlaḋ air a ḃeiḋ ana-ċosṁail—bás.
2. "An oiḋċe céadna a fuair an iarlis bás."
Cad is innsce do :—"oiḋċe," "iarlis"?
Cá ḃfios duit ?
3. "Taḃair aire ṁaiṫ ḋi.'
Cad 'na ṫaoḃ go bfuil an 'm' séiṁiġṫe 'sa' bfocal 'ṁaiṫ' agus an 'ḋ' séiṁiġṫe sa bfocal 'ḋi'?

4. Abair ar ċuma éigin eile :—
(*a*) ní raiḃ aon ṗioc d'á ḋeallraṁ uirti go dtiocfaḋ sí ċúiċi féin go luaṫ.
(*b*) ní foláir dúinn beiṫ ag imṫeaċt.

5. "Do ṗreab an bean abrais ċúċa, ⁊ ṫóg sí an cailín a bí, dar léi, marḃ."
Cuir an ráḋ san 'sa n-aimsir ġnáṫ-láiṫriġ, uiṁir iolraiḋ.

# 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

## X.

### Ceisteanna.

1. Nuair a ṫáinig an lá cad a ḋein an bean abrais?
2. An raiḃ an bioran suain 'na ceann i gcaiṫeaṁ na h-aimsire sin?
3. Agus ar b'é sin sé ndeár an codlaḋ?
4. Cad a ṫáinig do'n ċailín nuair a tairrigeaḋ as a ceann é?
5. Airiú! cad a ḃain a meaḃair agus a ciall di?
6. Agus cá ḃfios duit go raiḃ sí gan ṁeaḃair gan ċiall?
7. Ar innis sí do'n ṁnaoi abrais cad a deineaḋ léi?
8. Ar aiṫin sí an bean abrais?
9. Agus caṫain a ṫáinig a ciall agus a meaḃair arís di?
10. Narḃ iongantaċ an bioran é?
11. Cé go raiḃ an bean abrais boċt an raiḃ sí flaiṫeaṁail?
12. Cad 'na ṫaoḃ go ndeirir é?
13. I gceann tamaill cad a ċuir sí ar an gcailín?
14. Caṫain a ċuir sí uirti í?
15. Conus a ṗocaruiġ sí caipín an ċlóca?
16. Cad 'na ṫaoḃ gur ḋein sí é sin?
17. Cad a ḋein an beirt ansan?
18. D'innis an bean abrais an sgéal ó túis deire do ḋaoine airite,—cé'r b'iad féin?
19. Ar tuigeadar é?
20. An raḃdar ana-áṫasaċ d'á bárr?
21. Cad é a meas ar an mnaoi abrais toisg an beart a ḋein sí dóiḃ?
22. Cad dubradar mar ġeall air?

23. An ċun díolfiaċ a ḋein an ḃean aḃrais a leiṫéid de ġníoṁ?
24. Nár uaṫḃáraċ an gníoṁ é?
25. Dá mbeiṫeá 'na cás an ndéanfá a leiṫéid?
26. Ná beaḋ eagla ort roim na mná síde?
27. Seaḋ! ar ṫáinig sí abaile arís?
28. Agus cad a ḃí aici 'á ċeapaḋ?
29. An raiḃ aon ċoinne aici go dtiocfaidís an oiḋċe a ḃí ċúġainn?
30. Ag lorg an ċailín?
31. Ná duḃradar go dtiocfaidís?
32. Cad é an freagra a ḟocaruiġ sí 'na h-aigne ṫaḃairt dóiḃ, dá mbeidís 'á ceistiú i dtaoḃ an ċailín?
33. Nuair a ṫuit an oiḋċe cad a ḃí aici 'á ḋéanaṁ?
34. Ar ṫánadar i dtosaċ na h-oiḋċe?
35. Ar ḟaṁluiġ sí ansan go dtiocfaidís ar ṁeáḋon oiḋċe?
36. Agus ar ṫánadar?
37. Nuair a ḃí sí corṫa ó ḃeiṫ ag árneán cad a ṫuit uirṫi?
38. Ṫánadar, gan amras, i ndeire na h-oiḋċe?
39. An raḃdar tagaiṫe le teaċt an lae?
40. Conus a ḃí an sgéal aici an oiḋċe 'na ḋiaiḋ sin?
41. An raiḃ sí ag feiṫeaṁ ar feaḋ seaċtṁaine?
42. An raiḃ aon ṁaiṫeas di ann?
43. Fé ċeann bliaḋna an raḃdar tar éis teaċt?
44. Cad duḃairt sí léi féin ansan?
45. An raiḃ sí deiṁniġṫeaċ ná tiocfaidís a ṫuille?

## GRAMADAĊ.

1. Cad iad na h-aideaċta do cúmaḋ ó'sna h-ainmneaċaiḃ so:—
   Ciall; áṫas; iongnaḋ?
2. Abair in aon focal amáin:—
   "Rud le n-iṫe agus le n-ól."
3. "Ṫarraing sí an biorán a' ceann an ċailín."
   Sgríoḃ an focal 'a' go h-iomlán.
4. "Cuir sí caipín an ċlóca amaċ ar a ceann."
   Cuir an méid sin 'sa n-uiṁir iolraiḋ.
5. Abair ar ċuma éigin eile:—
   (a) Ḃí lár na h-oiḋċe ann.
   (b) Níor ṫánadar 'n-a goire.
   (c) Ḋéanfaidís an beart a ḃí déanta aici dóiḃ do ċúiteaṁ léi.
   (d) Ḃí sí ag cur agus ag cúiteaṁ 'n-a h-aigne.

# 10.—Sliaḃ na mBan ḃFionn.

## XI.

### ceisteanna.

1. Cad a ḃí aici le déanaṁ oiḋċe 'na ḋiaiḋ san?
2. An raiḃ a lán olla aici?
3. Agus an raiḃ ana-ḃruid uirṫi?
4. Tar éis tuitim na h-oiḋċe an raiḃ sí ċun dul a ċodlaḋ ḋi féin tar éis oibre an lae?
5. Cad é an saġas soluis a ḃí aici?
6. Cad ċuige é sin?
7. An raiḃ an laiste ar an ndorus?
8. Agus cad a ṫuit amaċ?
9. Cad a ḃí ag an mnaoi 'á ċaiṫeaṁ ar a ceann?
10. Ar ḃféidir do'n ṁnaoi aḃrais a ceannaċa d'feiscint?
11. Cad 'na ṫaoḃ?
12. Conus a ḃí an dá ṡúil aici?
13. Agus cad a ċuir an ḟearg uirṫi?
14. Nár ḃ'ḟada an cuiṁne a ḃí aici?
15. Cad a ḋein sí nuair a ḃí sí tagaiṫe isteaċ?
16. Ar laḃair sí in ao'ċor?
17. Cad duḃairt sí?
18. Ar ḃ'é sin an seana-ṗort?
19. Ba ċeart é ḃeiṫ de ġlan-ṁeaḃair anois agat. Aḃair é.
20. Caṫain a ṫáinig an tarna bean isteaċ?
21. An raiḃ a ceannaċa le feiscint?
22. Conus a ḃí an dá ṡúil aici?
23. Cad a ḋein sí?
24. Cad a ḃí ar siúḃal aici?
25. An raḃdar ag teaċt mar sin indiaiḋ a ċéile?
26. An mó duine acu a ṫáinig isteaċ ar fad?
27. Aililiú! an méid sin daoine! agus cad a ḃí acu go léir 'á ḋéanaṁ?
28. Cad a ḃí 'á ḋéanaṁ ag bean an tiġe?
29. Ar ċuireadar sgannraḋ uirṫi?
30. An raiḃ 'ḟios acu gur ċuireadar?
31. Cad 'na ṫaoḃ?
32. An ċun tairḃe ḋéanaṁ a ṫánadar an turas so?
33. Aċ cad eile?
34. An ṫuig an bean aḃrais cad é an fuadar a ḃí ḟúṫa?

35. Cad é féin ⁊ conus aiṫin sí é?
36. Ar labair aoinne acu léi?
37. Cé labair? ⁊ cad dubairt sí.
38. Agus an raiḃ an oiḋċe fuar?
39. Cad é an sagas teine a ḃí 'sa' tínteán ċeana?
40. Aċ mar sin féin cad a ḋein bean an tíġe?
41. Cad é an aḋḃar teine a ḃí aici?
42. Cad a leog sí uirṫi?
43. Ar ḋeineadar an obair go tiug?
44. Ná rabdar go seóiġ ċun oibre a ḋéanaṁ?
45. D'órduiġ an bean a labraḋ rud éigin do ḃean an tíġe. Cad é féin?
46. Cad dob' áil leo de'n ċorcán ṁór?
47. An ċun bíḋ do ḃeiriú ann do cuireaḋ an corcán mór ar an dteine?
48. Ar ṁór an corcán é?
49. Cad 'na ṫaoḃ go ndeirir gur ḃ'eaḋ?
50. An ḃféadfaí duine do ċuir isteaċ ann agus é ḃeiriú ann?
51. A ṁarcais! nár ḃ'éaċtaċ an corcán é?

## GRAMADAĊ.

1. Abair ar ċuma éigin eile :—
   (*a*) ḋein sí suas ar an olann.
   (*b*) siúd ċun na h-olla í.
   (*c*) siúd isteaċ an tarna bean.
   (*d*) ḃí ana-ċruaċ olla aici.
2. Cuir síos ar an méid seo :—
   "Ḃí sí 'ġá socarú féin."
3. "Ċuir sí tuille móna ar an dteine."
   Cad is tuiseal do "móna"?
   Cad is tuiseal ainmneaċ dó.
4. Cuir 'sa n-uiṁir iolraiḋ :—
   (*a*) "eiriġ, a ḃean an tíġe," ar sise.
   (*b*) Corcán ana-ṁór a b'eaḋ é.
5. Cuir 'sa n-aimsir láiṫriġ, uiṁir iolraiḋ :—
   (*a*) ḃí sí ag faire ċúiċi.
   (*b*) ní raiḃ an oiḋċe fuar.
   (*c*) do tógaḋ an laiste ⁊ do h-osgalaḋ an dorus.

# 10.—SLIAḂ NA MBAN BFIONN.

## XII.

### CEISTEANNA.

1. Ar labair an bean airís?
2. Catain?
3. Ar ṫug sí órdú eile do'n ṁnaoi aḃrais?
4. Cad é an t-órdú é?
5. Cad dob' áil léi de'n uisge?
6. Ar leog sí uirṫi go raiḃ eagla uirṫi go mbrisfí an corcán?
7. Agus cad a ḃrisfeaḋ é?
8. Do ṫug an bean aḃrais rud éigin fé ndeara, cad é féin?
9. Ar leog sí uirṫi go ḃfeacaiḋ sí iad?
10. Cad a ḋein sí?
11. Cár ċuir sí an t-uisge?
12. Ar líon an crúsga an corcán?
13. An mó crúsga a líonfaḋ é?
14. An raiḃ sí a d'iarraiḋ an ċorcáin do líonaḋ ċóṁ mear a's do b'féidir é?
15. Ar leog sí uirṫi go raiḃ?
16. Cad a ḋeineadar nuair a ċonnacadar an fuadar a ḃí fúiṫi?
17. Ag magaḋ fúiṫi, an eaḋ?
18. An raiḃ droċ-aṁras aici orṫa?
19. Cad 'na ṫaoḃ?
20. Agus mar ġeall air sin an raiḃ sí ag faire ċúiċi féin go géar?
21. Ar ṡíleadar go raiḃ droċ-iontaoiḃ aici asta?
22. Nuair a ḃí roinnt ṁaiṫ des na crúsgaiḃ taḃarṫa isteaċ ó'n dtobar aici, cad a ḋein sí?
23. Cad duḃairt sí agus í ag gabáil amaċ?
24. Ná raiḃ diṫneas uirṫi ceana féin?
25. Agus cad ċuige an ḃreis diṫnis?
26. Náċ dóiġ leat gur ċeart di ḃeiṫ corṫa ansan tar éis an méid reaṫa a ḃí déanta aici?
27. Agus ná raiḃ sí ċun breis diṫnis do ḋéanaṁ?
28. Aċ í 'ġá leogaint uirṫi, an eaḋ? Cad ċuige san?
29. An gcuirfeaḋ san amú iad?
30. An fada a lean sí ag ruiṫ?

31. Nuair nár airiġeadar fotram a cos, ar ḟíleadar ansan go raiḃ sí ag an dtobar?
32. Agus cá raiḃ sí?
33. Conus d'ḟill sí ṫar n-ais gan fotram a ḋéanaṁ?
34 Cad 'na ṫaoḃ gur ḟill sí in ao'ċor?
35. Agus ní h-aon iontaoiḃ iad leis!
36. Nuair a ḃí sí i n-aice an doruis cad a ḋein sí?
37. Cad 'na ṫaoḃ gur ḋein sí é sin?
38. Ar ċeart di é ḋéanaṁ?
39. Ar airiġ sí ag caint iad?
40. Cé ḃí ag labairt, ⁊ cad a ḃí aici 'á ráḋ?
41. Cad duḃairt bean eile acu?
42. Ar ḋeallruiġ a caint go raiḃ an ċéad bean mar ríogan acu?
43. Cad duḃairt an ríogan airís?
44. Cé ḋó go raiḃ sí ag tagairt?
45. An bean ḃoċt! an raiḃ socair acu ar í ḃeiriú 'na beaṫaiḋ?
46 Cad a ḃí acu le ráḋ inti?
47. Biorán suain! ar ḃ'eol dóiḃ an bob d'imir sí orṫa leis an mbiorán suain i dtaoḃ an ċailín úd?
48. Agus ar ṫánadar, d'aon ġnó, ċun sásaiṁ do ḃeiṫ acu?
49. Nárḃ olc an sagas iad!

## GRAMADAĊ.

1. "Do ṫóg sí crúsga léi ⁊ ċuaiḋ sí amaċ ċun an tobair ⁊ ṫug sí crúsga uisge isteaċ léi, ⁊ ċaiṫ sí an t uisge isteaċ 'sa' ċorcán."
Cuir é sin 'sa n-aimsir ġnáṫ-caiṫte, uiṁir iolraiḋ.
2. "Ní líonfaḋ fiċe crúsga an corcán."
Cad is uiṁir don focal "crúsga"? Cad tá le ráḋ agat 'na ṫaoḃ?
3 Abair ar ċuma éigin eile:—
(*a*) ní raiḃ aon ċoinne acu go raiḃ aon droċ-aṁras aici orṫa.
(*b*) labair sí ag gabáil amaċ di.
(*c*) ní mór dom breis diṫnis a ḋéanaṁ.
(*d*) ní fada go mbeiḋ sé lán a ḋóiṫin.
4. Cuir isteaċ na focail atá i n-easnaṁ anso:—
(*a*) cuir an t-uisge 'sa' ċorcán nú brisfear —.

(*b*) do leig sí — ana-ḋiṫneas a beiṫ uirṫi.
(*c*) beiḋ sib marb — an dtart agus — an ocras.
(*d*) cuirfimíd isteaċ ann í agus beireóimíd 'na beaṫaiḋ —.

5. Cad is innsċne do "an t-uisge," agus do "corcán" fuair i gceist a ceaṫair—?
Cad 'na ṫaoḃ go ndeireann tú é sin?

# 10.—Sliaḃ na mban bḟionn.

## XIII.

### Ceisteanna.

1 Cad a ḋein an ḃean aḃrais nuair airiġ sí cad a ḃíodar ar intinn a ḋéanaṁ?
2. Cad a ḋein sí le n-a bróġaiḃ?
3. Cár ġaiḃ sí ansan?
4. Cad 'na ṫaoḃ gur osgail sí a béal ⁊ a cliaḃ?
5. Cad a ċuir sí airte?
6 Cad é an saġas í?
7. An fada ó'n áit 'na raiḃ sí aireóḟaí í?
8. Cad a sgread sí amaċ?
9. An mó uair a sgread sí: "Tá Sliaḃ na mban bḟionn trí ṫeine"?
10. Ar airiġ na mná a bí istiġ 'n-a tiġ í?
11. D'airiġeadar trí neiṫe i ndiaiḋ-a-ċéile. Cad iad na neiṫe iad?
12. Cad é an liú a ċuir sí airti?
13. Cad é an ġlaoḋ a ḋein sí?
14 Agus cad é an fógra a ṫug sí?
15. Cad a ḋein na mná uaisle nuair airiġeadar í?
16. Cad 'na ṫaoḃ go rabadar ag baint an doruis d'á ċéile?
17. Cár ġabadar?
18. Ar siúbaluiġeadar go mall?
19. An dóiġ leat go raiḃ áṫas ar an mnaoi aḃrais nuair a ċonaic sí ag imṫeaċt iad?

20 Cad a ḋein an bean abrais nuair a ḃíodar imṫiġṫe ó'n ndorus?
21. Cad a ḋein sí le heoċair an doruis?
22. Ar ċuir sí fé ġeasaiḃ í ċun an doruis do ċoimeád dúnta?
23 An dtuigeann tú bríġ an ḟocail "geas"?
24. An mbaineann sé le draoiḋeaċt?
25 An dóiġ leat go raiḃ iarraċt de ḋraoiḋeaċt ag an mnaoi abrais féin?
26. An cuiṁin leat an biorán suain a ċuir sí i gceann an ċailín?
27 Nár ṫaisbeáin san go raiḃ draoiḋeaċt éigin aici?
28. Nár ṁaiṫ an bail uirṫi go raiḃ?
29 Cad a ḋein sí leis an ussal.
30 Cad í an ġeas a ċuir sí uirṫi?
31. Cad a ḋein sí leis an dtuaiġ?
32. Ar b'é sin an áit 'n-ar ċeart í ḃeiṫ?
33. Ar ċuir sí gaċ aoinníḋ i n'áit féin?
34. Agus cad iad na geasa a ċuir sí orṫa?
35. Ar ċuir sí de ġeasaiḃ orṫa fanaṁaint go bráṫ mar a raiḃ acu?
36 Aċ cad eile?
37. Cé fuasgalóċ' iad ós na geasaiḃ?
38 An raiḃ aimsir a dóiṫin aici ċun na rudaí go léir a ċur fés na geasaiḃ sar a dtáinig na mná uaisle aníos?
39. Cad 'na ṫaoḃ go ndeirir é?
40. An dóiġ leat go raiḃ ana-ḟáilte aici rómpa?
41. Cad a ḋein duine acu?
42 Ar eiriġ sé léi?
43. Cad 'na ṫaoḃ?

## GRAMADAĊ.

1. Cuir sa n-uiṁir uaṫaiḋ:—
   (a) A ċóṁarsain, ruiṫiḋ!
   (b) D'airiġeadar na mná uaisle ag teaċt.
   (c) Ċuireadar iad fé ġeasaiḃ cruaḋa gan corruiġe as a n-áiteannaiḃ.
2. Abair ar ċuma éigin eile:—
   (a) Siúd amaċ iad, agus iad ag baint an doruis d'á ċéile.
   (b) Siúd suas an cnoc iad ċóṁ mear agus bí sé 'n-a gcosaiḃ.

3 Cuir isteaċ na focail atá i n-earnaṁ annso :—
(*a*) ċuir sí — a bróga.
(*b*) d'ḟuasgalóċaḋ sí féin iad — na gearaiḃ.
(*c*) ċuir sí an rud deirineaċ — na gearaiḃ.
(*d*) ṫug duine acu iarraċt — an laiste ḋ'árdú.
4 (*a*) ṫáiniġ sí ċun na h-áite.
(*b*) ḃí sé i n-aice an doruis.
(*c*) ḃí bloc aḋmaid ann.
(*d*) d'imṫiġ na mná uaisle.
Cad is tuiseal dóiḃ seo :—
áite ; doruis ; aḋmaid ; mná ?
Cad is uiṁir dóiḃ ?

# 10.—Sliaḃ na mBan bFionn.

## XIV.

### Ceisteanna.

1. Cad duḃairt an ḃean amuiġ ?
2. An ċun na h-oibre do ċríoċnú a ṫánadar ?
3. Ar leog sí uirṫi gur ḃ'eaḋ ?
4. Ar ċreid bean an ḃréidín í ?
5. Cad é an freagra a ṫug sí uirṫi ?
6. Ar ṫuig an ḃean amuiġ ansan go raiḃ bean an ḃréidín ró-ġlic dóiḃ ?
7. Agus ar ġlaoiḋ sí a tuille uirṫi ?
8. Cad air gur ġlaoiḋ sí ansan ?
9. Cad duḃairt an eoċair léi ?
10. Cad é an ċéad rud eile ar ar ġlaoiḋ sí .
11. Cad duḃairt ussal na lorgan ḃfada ?
12. Cad air gur ġlaoiḋ sí ansan ?
13. Conus a ḟreagair an tuaġ ?
14. Do ġlaoiḋ sí ar rud éigin eile ; cad é an rud é ?
15. Cad duḃairt an ċeirtlín léi ?

16. Féaċ air sin! ar ċuir an ríogan féin an ċeirṫlín fé ġearaib?
17. Caṫain?
18. Cad é an níḋ eile ar ar ġlaoiḋ sí?
19. Cad dubairt roṫ an turainn?
20. Cé uaiḋ go bfeadfaḋ sé cead ḟágail ċun corruiġe.
21. Ar ġlaoiḋ sí ar an sraing?
22. Cad é an freagra a fuair sí?
23. Ar ġlaoiḋ sí ar an dtromán ansan?
24. Agus cad 'na ṫaoḃ nár osgail an tromán an dorus?
25. An raiḃ ar a ċumas an dorus osgailt?
26. Cad 'na ṫaoḃ?
27. Ar ċomáineadar leo mar sin ag glaoḋaċ ar gaċ aoinníḋ a ḃí istiġ ċun an doruis d'osgailt?
28. An raiḃ aon tairbe dóiḃ ann?
29. I ndeire bárra ar ċuíṁniuiġdear ar rud a ċeapadar a ḋ'osgalóċ' an dorus dóiḃ?
30. Ar cuireaḋ riaṁ an rud san fé ġearaiḃ?
31. Ar ḃféidir é ċur fé ġearaiḃ?
32. Cad 'na ṫaoḃ?
33. Cad é an rud é i n-ao'ċor?
34. Uisge na gcos! agus ar osgail sé an dorus dóiḃ?
35. Caṫain a ċaiṫ sí an dorus amaċ é?
36. Nár ṁaiṫ an cuíṁneaṁ aici é?
37. An raiḃ sí ró-ġlic dóiḃ?
38. Agus nár ṁór di ḃeiṫ!
39. Nuair a ġlaoiḋ an ḃean amuiġ ar uisge na gcos cad é an freagra a fuair sí?
40. Ar airiġis riam nár ċeart uisge na gcos ḟágaint istig istoiḋċe?
41. Ar airiġis go raiḃ baint éigin aige leis an sluaġ síḋe?
42. Agus ar ṫugais fé ndeara gur ċuir bean an ḃréiḋín gaċ aoinníḋ i n'ait féin ⁊ gur ċaiṫ sí amaċ an t-uisge salaċ, 'sé sin uisge na gcos?
43. Náċ dóiġ leat ná go raiḃ tiġ slaċtṁar aici ansan?
44. Seaḋ! cad a ṫuigeadar nuair a fuaradar an freagra san ó uisge na gcos?
45. Agus cad a ḋeineadar?
46. An dóiġ leat go rabdar go sásta 'na n-aigne ag imṫeaċt dóiḃ?
47. Cá ḃfuilid siad anois?
48. Ar ṫánadar anuas a tuille?

## GRAMADAĊ.

1. "Táim anso sa n-áit 'n-ar ḟágais mé, agus na geasa cruaḋa orm gan corruiġe as go dtógfar díom na geasa úd a ċuiris féin orm nuair a ċaiṫis uait mé."

Cuir é sin ṫuas san uiṁir iolraiḋ.

2. Cuir isteaċ na focail atá i n-earnaṁ annso :—

(*a*) Ḃíodar ag glaoḋaċ — an rud a ḃí istiġ.

(*b*) táid siad ṫuas 'sa' ċnoc ⁊ níor ṫánadar — fós.

3. Cuir an ċainnt seo 'sa n-uiṁir uaṫaiḋ :—

Ċuir sí geasa ar na neiṫiḃ.

4. "Táim anso," arsa uisge na gcos, "féd' ċosaiḃ."

Cad is tuiseal do "uisge," "cos," "ċosaiḃ"?

Cad is uiṁir dóiḃ?

5. An ḃfuil aon deifiriġeaċt idir

(*a*) "fuaras cead uait," agus

(*b*) "fuaras céad uait"?

Cad é féin?

# NOTES

(Except where otherwise marked, the figures in cross-references refer to the Notes.)

## 1.—BLOWING AND EATING.

5. lá . . . ċaiṫeaṁ, 'On a certain day when they were getting ready for breakfast.' lá d'á rabadar ——, 'one day of those [days] when they were ——,' implies frequency or repetition of the action.

12. idir gaċ aon dá ḟéideaḋ, 'between every two puffs.' gaċ aon is used as one word, 'each,' 'every.'

13. ḃí . . . ag teip uirṫi, 'she could not manage the business.'

17. is . . . eile, 'that sort of thing is often done in other [more important] matters.'

## 2.—EGG LAW.

1. ḃíos lá . . . , 'One day I was' . . . The single word lá means 'one day,' or 'on a day.'

1–2. san áit . . . mé, 'in the place in which I was born and reared.'

3. . . . mé beiṫ tagaiṫe, 'that I had come'; arrived.

4. . . . mé beiṫ ann, 'that I was there.'

6. béarla. The word was originally a common noun, meaning 'a language,' 'dialect,' 'form of speech'; therefore the English language was called Sacs-béarla, 'Saxon speech'; later, the prefix was dropped, and béarla became a proper noun, standing for the *English* language in particular.

8–11. ní túisge . . . duine eile, 'no sooner had one person told some funny little story, than somebody else would have some still funnier little story to tell.'

11-12. i dtreó . . . mé é, 'so that, for my part, I used to laugh enough for a week, and I was the better for it.'

16. P. ab ainm dó, 'his name was P.'; *lit.* '(The name) which was name to him (was) P.'
18. an uair sin, 'at that time' (but no *prep.* is necessary in the Irish phrase); 'then'; 'at the time.'
27. Béaḋ . . . na n-uḃ, 'It would be contrary to egg law.'
28. is fíor, 'that is true'; 'so it would.'
30–1. Níor . . . ḃeiṫ ann, 'We never heard of there being such a thing.'
39 nár . . . riaṁ, 'who had never heard that law before.'
41. Ḃí uḃ . . . 'á ḋ'iṫe, 'Little Peter's mother was eating an egg'; 'á ḋ'iṫe, *lit.* (she) 'to its eating,' *i.e.*, was in the act of eating it.
42–3. do ċuir . . . ar an gclár, 'she pushed the half-egg away from her on the table.'
43–5. Ba ṁaiṫ . . . an leaṫ-uḃ, 'Well become little P., he snatched the half-egg from her.'
47–8. tá . . . ag P., 'P. has put an appendix to that law!'
51. gáirí ba ṁó 'ná san, 'still greater laughter.'

## 3.—THE LAW OF LIGHTS.

1. An ḃfuil . . . agat? 'Do you know any other law?'
9–11. The 'law' gives a humorous table of the varying scale of comfort, down to the most primitive kind of illumination, the bog-deal torch.
13. riaṁ roimis sin (after *neg.*), 'never until then'; 'never before.'

## 4.—THREE-HALFPENCE.

1. 'Taḋg na n-uḃ' was the nickname of a certain egg-merchant.
3–4. Socaruiġeadar 'n-a n-aigne, 'They made up their minds.'
6. an ḟaid . . . ann, 'while the long nights lasted.'
7. an duine acu, 'each of them.'
10–11. Ċuaiḋ . . . tamaill, 'All went well for a while.'

12–13. ḃí ag dul d'á ḟoiḋne, '[Something] was going from his patience,' *i.e.*, 'his patience was becoming exhausted.' The whole sentence 'ḃí . . . cailleaṁaint' = 'one of the two who were losing was getting out of patience.'
13–14. Do ḃris ar an ḃfoiḋne aige, 'His patience gave way.' Here do ḃris is used *impersonally*, '[it] broke on his patience, *i.e.*, 'his patience broke down.'
15. Tá . . . ḋéanaṁ, 'You are cheating.'
20. Cuirfiḋ mé . . . leat, 'I will lay you a pound.'
23. ḃuail . . . foṫram, 'he clapped it down on the table with a bang.'
28–9. 'Do ċrom S. . . . ċuige, 'S. began to gather up the cards.'
29–30. sé mar . . . raint, 'as if he were going to shuffle and deal them.'

## 5.—" NERVOUS."

3. ḃí sé is dóċa . . . sa ṗaróiste, 'I think he was the strongest man in the whole parish.'—Note here the use of ar, instead of i n-a, to connect the *noun* fear with the *substantive verb*, tá or ḃí. This form occurs usually in statements of a *superlative* nature, including those containing the word céad, 'first' : *e.g.*, ḃí sé ar an gcéad ḟear a ṫáinig, 'he was the first man who came.' Distinguish carefully between the above usage and the use of ar for 'among' : *e.g.*, ní raiḃ sé ar an luċt ba ḋéiḋeanaċ, 'he was not among those who were late.'
4. d'á raiḃ sa ṗaróiste, *lit.* 'of [all] who were in the parish.'
5. firín ana ṡuaraċ, ana leicṫe, a very small, delicate little man.
7–8. go dtuitfeaḋ . . . ḋe, 'that he would drop dead before you could take your eyes off him'; *lit.* 'that the life would fall out of him,' etc.
11. Do sprioc . . . táilliúir, 'Some sudden anger roused the tailor.'
13–14. ḃí iongnaḋ . . . ḋó, 'The big man wondered what was coming over him.'
15–16. cé air go raiḃ greim aige, 'who it was of whom he had a hold.'

18–19. tá neirḃis orm, 'I am nervous.'—" Neirḃis " was a word of the tailor's own coining ; in English he would say " nervis."

21–2. Ċóṁ luaṫ . . . labairt, 'As soon as his fit of laughter allowed C. to speak.'

25. pé saġas . . . neirḃis, 'whatever sort of thing " nervis " may be !'

## 6.—" PINCH ME ! "

2. gur b'ainm dó S., 'whose name was S.'

6. Lá Doṁnaiġ, one Sunday. See 2. l. 1.

8–9. Ċuir . . . as, 'S. gave a terrible yell.'

11–12. ba ṫreise . . . ḃéic, 'which was stronger and louder than the first yell.'

13–14. Ṫug sé . . . bpobul, 'He gave the congregation a sound scolding.'

14–15. Do ċas sé leó an peacaḋ, 'He reproached them with the sin.'

15–16. le gan iad féin d'iompar, 'in not behaving themselves.'

16–17. agus an . . . siubal, 'while Mass was going on.'—These 'agus' phrases should not be translated literally into English ; sometimes the 'agus' may be simply omitted in translation

17. Nuair . . . aige, 'When he had said what he wanted to say.'

18. do lean . . . Aifreann, 'he went on with the Mass.'

22. duine des na buaċaillíḃ, 'one of the boys.'

23 ṫug sé . . . faoi, 'he made a push with his shoulder at him'; 'poked him with his shoulder.'

23–4. Níor ċuir . . . ann, 'The boy did not pay him the slightest heed.'

25–6 go maiṫ géar, 'right hard.'

29. prioc . . . againn, 'pinch me, and we'll have some fun !'

31–2. a ċur fiaċaint . . . ann, 'to make anybody pay attention to him.'

35–6. le h-anman . . . arís, 'for the sake of your own father's soul, take back the curse from these fellows.'—Here 'agus' need not be translated.

38. cad é an saġas S., what sort [of person] S. was.—No change for *tense* in this phrase. *cf.* 5. l. 25.

## 7.—TWO GEESE.

7. ag áiteaṁ ar a ċéile, 'arguing with one another.'
9. téanam ort, '"come on with you."'
12. do leog sí uirṫi beiṫ marḃ, 'she pretended to be dead.'
13. ṫug sé leis a h-aṫair, 'he fetched her father.' Tabairt le often equals the English word 'fetch,' which usually includes the three ideas of *going* to get a thing (or person), *getting* it, and *bringing it back*.
14. mar 'd eaḋ, 'as it were,' as though that were the case (that it was really a corpse).
15. amaċ san oiḋċe, 'Late in the night.'
16. ag gol mar 'd eaḋ, amounts to 'pretending to be crying.'
23. tánaṫas, old form (still so pron. in Munster) of tángaṫas, *past auton.*, 'people came'; they came.
28. ní'l ann . . . nó dá ġé, 'There is only one goose, or there are two geese.'
30. ṫóg sé . . . agus í leaṫ-ṁúċta, 'He lifted up the woman, who was half-smothered.' See 6. ll. 16–17.
31. Ċuir sí cúpla fanntais di, 'She got over a couple of fainting-fits.'
35. is cuma liom, 'I don't care.'
41. pé 'cu ḃí . . . nó ná raiḃ, 'whether he was right or not.'

## 8.—"WHAT BENT FIREEN'S NOSE?"

Title. Firín: in the older versions of this story the name of the dog is given as Birrín or Bioraoin. [The change to Firín was probably caused by the *aspiration* of b in 'srón Ḃirrín' + the tendency to change an apparently meaningless name to one similar in sound, and having a kind of sense.]
1–2. i dá mboṫán beaga: note that the eclipsis after i skips over dá and takes place at the next word; also that boṫán, which is in the dual after dá, takes a plural adjective.
4. é agairt uirṫi, 'to punish her for it.'
14. lá, 'one day.' See 2. l. 1.
15-16. ċun na teine ar agaiḋ Ṁ. anonn, 'by the fire over against M.'

17. ar aġaiḋ na teine amaċ, 'right in front of the fire.'
18. ag cur . . . 'n-a h-aigne, 'debating in her mind.' And see 10. X. l. 22.
10. ċug sí fé ndeara, 'she noticed'; observed.
23. teaċt, 'Well.' t. as a reply originated in answers to a call, and is short for táim ag teaċt; just as a waiter says 'Coming, sir!' or in French, '*on y va.*'
24. Cad . . . F.? 'What bent F.'s nose?'
25–6. Ní caime . . . aige, 'his nose is not more bent now than it ever was.'
27. go dtugais d'éiṫeaċ, 'that you lie' (*lit.* 'that you have given your perjury').
29. tú is fearr ċuige, 'you are the best hand at it.'
30. Siúd . . . iad, 'At each other's hair they went.' See 10. XI. ll. 16–17.
31–2. Ġaiḃ sí . . . acu, 'She took sides with one of them.'—The word duine is only grammatically *masc.*; it applies to either sex.
34. fé mar, 'according as' (*lit.* 'like as'): this fé is not the *prep.*, but the old *conj.* '*féib.*'
36. sáiḋte sa ċoiṁsgar, 'deeply engaged in the fight.'
39. Do lean, 'continued.'
40. gan an dá . . . ċéile, 'without both sides being there, attacking each other.'

## 9.—NUTS WITHOUT KERNELS.

1. an ċéad aiġneas riaṁ, 'the first quarrel of all.'
10. ní raiḃ . . . plaoisg, 'They were nothing but shells.'
12. gur ḃaoṫ an gnó do'n ḃeirt, 'that it was a silly business for the pair.'
12–13. mar ġeall ar, 'for the sake of.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—I.

2. do ṫuit níḋ amaċ, 'a thing "fell out"'; happened.
i dtaoḃ an ċnuic seo, 'about this hill.' The use of seo here implies that the hill is well known.

ar a dtugtar, 'which is called', *lit.* 'to which is given' [as a name].
3. Do tugaḋ, 'were brought.'
7. ċun cóṁnuiġṫe, 'to live.'
8. Ba ṁar-a-ċéile . . . síḋe, 'They were the same as fairy women then.'
10–11. níor ċuadar . . . aimsire, 'they did not grow old or feeble with the lapse of time.'
12. Tairbeánaid siad.—This repetition of the subject occurs in many languages other than Irish, and was common in English in Shakespeare's time, though it is not usual at the present day.
15. Ar iad a ḃeiṫ——, 'From (because of) their being——.'
24. ċun í ḟuadaċ, 'in order to carry her off.'
24–5. Do béarfaí . . . isteaċ i——, 'The girl would be carried off into——.'
26. do fágfaí . . . sa baile, 'there would be left to her people at home.'
28. do ġeóbaḋ bás, 'would die.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—II.

1. tamall . . . ḟin, 'some good while ago.'
4. ag déanaṁ amaċ ar——, 'getting on for——.'
6–7. gur b'ar . . . di, 'that anyone who saw her could hardly take his eyes off her.'
8-9. ċaiṫeaḋ sé seile, 'he used to spit.'—Spitting for luck is a wide-spread custom.
10–11. nár baoġal . . . í, 'that there should be no fear of their carrying her off.'
13. ḋein sí dearṁad de——, 'she forgot to——.'
15. duine des na h-"óg-ṁná finna," 'one of the fair maidens.'—duine is said for 'one' of several persons; the word applies to either sex.
16. Do buaileaḋ . . . leanḃ, 'The girl fell ill.'
21–2. níor ḃ'ḟiú trácht ar——, '—— was not worth mentioning.'
24–6. gur ḃ'í . . . gur ḃ'í.—The verb is repeated because the phrase "an inġean . . . inti" breaks the continuity of the statement gur ḃ'í a leanḃ féin a ḃí tar éis ḃáis. The second gur ḃ'í renews the connection of ideas.
26. a ḃí tar éis ḃáis, 'who had died'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—III.

3–4. ḋeineaḋ sí an olann do ċíoraḋ, 'she used to card the wool.'—Here the verb ḋeineaḋ is *auxiliary*, just as the verb '*used*' is auxiliary in the English phrase.
7. go mba leó é, 'to whom it belonged.'
8. deintí bréid de, 'frieze used to be made of it.'
13. go mairir . . . é! 'May you live and wear it!'
17. 'gá ḟiafruiġe, 'asking'; *lit.* at its asking, 'its' referring by anticipation to the clause following, *viz.*: 'what caused the delay.'
18–19. ṫugaḋ . . . aici, 'the spinning-woman used to spend part of the night working, with a night-work candle.' See 6. ll. 16–17.
22. (nuair a ḃíoḋ) an ġlaoḋaċ ró ḋian air, 'when the demand for it was very urgent.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—IV.

1. Oiḋċe d'á raiḃ sí——, 'One night that she was——.' See 1. l. 5.
2. agus an saoġal 'n-a gcodlaḋ, 'while all the world was asleep.' See 6. ll. 16–17.
4. do ḃuail (isteaċ), 'in walked.'
5. Nuair ḟéaċ sí cruinn, 'When she looked closely.'
7. a ḃí acu . . . eatarṫa, 'whom they were carrying between them.'
9. Do ṗreab . . . 'n-a suiḋe, 'The spinning-woman sprang to her feet.'
14–15. Do ṗreab . . . aici, 'The woman hastened to fetch some sort of remedies that she had in the house." See 7. l. 13.
15–16. Ċuireadar . . . ċuireadar. See 10. II. ll. 24–6.
18. ṫáinig sí ċuici féin, 'she recovered.'
19. éiriġ sí . . . caḃail, 'she sat up,' (aniar, 'forward,' from lying back).
19–20. D'ól sí . . . aḃrais, 'She [accepted and] drank a drink from the spinning-woman.'—D'ólṁó, 'from,' denotes the acceptance.
23. níor tugaḋ aon ḟreagra uirṫi, 'no answer was given to her.'—Note the *prep.* ar after freagra.
24. tagaiṫe, etc. See l. 18 (above).

24–5. agus a h-anál . . . bog, 'and she was breathing easily and quietly.'
26. Sín . . . fóil, 'Lie down now for a little while.'
30. A bean an bréidín, '[you] frieze-woman,' *lit.* '[you] woman of the frieze.'—Usually, when one noun qualifies another in Irish it *follows* that noun, and is in the *gen.* case; while in English the qualifying noun *precedes* the qualified, and both are in the same case, in apposition, and connected by a hyphen.
 má's bréidín . . . agat, 'if this is frieze that you have in hand.'
32–3. is fearr-de . . . ḟágail, 'we are the better of getting help.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—V.

2. ḋírig sí ar, 'she began to.'
3. Le linn . . . ḋí, 'As she said the word.'
18. Mar sin dóiḃ, 'So [it was] with them all.'
22. ag obair ar seól, 'working "in full swing."'
24. an obair . . . ḋéanaṁ, 'the beautiful work they were doing'; *lit.* 'the beautiful work which was at them to its doing.'
25–6. Ċonnaic sí . . . ċonnaic sí. See 10. II. ll. 24–6.
30. Ċuir san iongnaḋ uirtí, 'that surprised her.'
31–2–3. ní ba ḃoige, 'softer.' ní ba réiḋe, 'smoother.'—ní ba, or níoba, is used before *comparatives* in *past* tense or *condit.* mood; níos (ní is) in *pres.* tense. Ní = a thing; something. 'Something softer' may be said in English, or 'somewhat softer,' but in Irish the words níos and níoba have become simple signs of the *comparative,* without qualification.
34–5. ar aon raiṁdeas, 'of one thickness.'
36. 'ná mar ba ċeart, 'than it ought to be.'
38–9. agus í . . . obair, 'as she watched the work [going on].' See 6. ll. 16–17.
39–40. cad é . . . leó é, 'how well the thread would please those to whom it belonged.'
43–4. ṫáinig . . . go sáṁ, 'she began to nod, and she fell sound asleep.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—VI.

2. Ċruinniġ sí a meaḃair, 'She collected her wits.'
10–11. gur imṫiġeadar . . . codlaḋ, 'that they had gone while she was asleep.'
11–12. 'ġá dtaḃairt . . . cuiṁne, 'bringing them to her remembrance'; 'recalling them to mind.'
13. 'n-a súiliḃ cinn, 'with her bodily eyes'; *lit.* 'in her head-eyes.' See 10. IV. l. 30.
17–18. a ṫug sí as an laige, 'whom she "brought to" out of the faint.'
19. dá mba . . . iad, 'had there been no one there but themselves.'
22. cé 'r ḃ'í an ḃean? 'who was the woman?'
25. cad a ṫug . . . í? 'what brought her there at all?'
25–6. Níor ḋeaḃruiġ . . . acu, 'She did not look as if she belonged to the rest of them.'
27–8. a fuaradar . . . sa ḃfanntais, 'that they had found her somewhere outside, while she was in the fainting-fit.'
31. tón ná ceann fáġail air, 'to make head or tail of it.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—VII.

4. ná tiocfaḋ léi go deó, 'that she would never be able.'
5. lá ó ṁaidin, 'a whole day,' from the morning.
7. gan déanaṁ, [left] undone.
agus an oiḋċe ag tuitim, 'at nightfall.' See 6. ll. 16–17.
8. ṡocaruiġ sí, 'she decided.'
11–12. ḃean agus . . . aici, 'a woman with the hood of her cloak drawn over her head.'
12–13. Ḋein sí suas air, 'She walked up to.'
14. a ḋá láiṁ, 'her two hands.' See Vocab. under ḋá.
19. Ní raiḃ aċ . . . aici, 'She had only just said the little verse.'
23–4. ag obair go tiuġ, 'working hard.'
24–5. cé'r ḃ'iad a ḃí aici, 'who they were with whom she had to deal.'
28. Ċomáineadar leó, 'They went on'; "drove on."
28–9. go dtí go . . . snáṫ, 'till the last handful of the wool was [made into] yarn.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—VIII.

1. a uaisle, 'ladies.'—Like daoine, the word uaisle applies to either sex, or to both together.
2. ní fios caṫain ——, 'it is unknown when——.'
3. dá mbéaḋ orm . . . aonar, 'if I had to do it by myself.'
5. is ceart cóṁar do ḋíol, 'One ought to return a favour.'
8. is é is luġa . . . dúinne, 'It is the least we can do'; *lit.* 'it is the least stingy [thing] for us.'
9. ní fios ná go——, 'There is no knowing but that——.'
11. caḃair a ṫaḃairt uaim, 'to give my help.'
16–17. gur tugaḋ . . . na h-oibre, 'that the excellence of the work was noticed throughout the neighbourhood.'
18. gur ṁéaduiġ ar an gcúram, 'that the business increased.'—Verb used *impersonally*. *Lit.* 'that it increased (*i.e.*, increase came) upon the business.
21–2. agus gan ar a cumas . . . ḋéanfaḋ sí, 'and that she was not able to overtake it, whatever effort she might make, or however long she might sit up.'
24. an leanḃ úd aduḃraḋ, 'that young girl aforesaid.'
27. 'ġá ráḋ, 'saying'; *lit.* 'at its saying,' *i.e.*, 'saying it.' See 10. III. l. 17.

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—IX.

2–3. agus cailín . . . eatarṫa, 'with a girl whom they were carrying between them.' See 6. ll. 16-17.
6. arsa'n ċéad . . . i gcóṁnuiḋe, 'said the one of them who always spoke first.'
7–8. ar a bacalainn, 'in her arms.'
8. dar léi, 'as she thought.'
9. gur cuma é nó——, 'that it was all the same as'; . . . 'just as if——.'
10. 'ná mar aiṫin sí í,' than she recognized her.'
13–14. Ċrom sí . . . d'iarraiḋ, 'She began to try.'
16. go dtugtí —— air, 'which was called——.'
16–17. an t-é . . . ċeann, 'he into whose head that slumber-pin should be stuck.'
25. dar léi, 'according to her.' (Here meaning 'by way of,' for the woman was pretending.)
27. d'á ḋeaḃraiṁ, 'of its appearance' ('its' referring to the clause following, 'that she would recover soon').
35–6. taḃarfar . . . duit, 'you will be well rewarded.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—X.

6. a ḃain a meaḃair ḋí, 'which took her senses from her'; made her unconscious.
ná feidir sí, 'that she did not know.'
8. í ar a leabaiḋ ag an mnaoi, 'she on the woman's bed'; ag implying that it was by her own act, and in her own house, that the woman 'had the girl on her bed.'
11–12. clóca léi féin, 'a cloak of her own.'
16–17. tríd síos, 'right through, from beginning to end.'
20–1. go ndéanfaidís . . . léi, 'that they would repay her for the act she had done for them.'—Here déanfaidís is *auxiliary*, and unnecessary in English.
22. ag cur agus ag cúiteaṁ, 'putting [one view of the case] and balancing' [with another]; 'turning over in her mind'; debating.
23. féaċaint cad é . . . ar——, 'to see what answer she should give to——.'—Where the *v.n.* féaċaint means 'to find out,' 'to see if,' it is *not* preceded by ag
28. ag faire ċúiċi, 'watching "to herself,"' ***i.e.***, "watching out" for whatever might happen.
30. agus iad gan teaċt, 'and they had not come.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—XI.

3. Ḃí . . . tuitim, 'Night had fallen.'
9–10. ar lasaḋ go géar agus go h-aiḃiġ, 'flashing keenly and brightly.'
16–17. is ar éigin . . . nuair siúd isteaċ——, 'Hardly had she said the last word when in rushed——.' In such phrases, siúd implies either suddenness or rapidity of action, or both.
18. a ḋá súil, her two eyes. See Vocab. under ḋá.
23. Ḃí sganndraḋ . . . mnaoi, 'the woman was getting frightened.'
24–5. droċ-ḟuadar éigin fúṫa, 'some evil purpose on which they were bent.'
33. mar ġeall ar . . . tiuġ, 'because of their doing the work so quickly.'
38. D'ḟéadfaí, 'One could.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—XII.

3. tabair leat uisge, 'fetch some water.' See 7. l. 13
6–7. Níor . . . uirṫi, 'She did not pretend anything,' *i.e.* did not appear to notice anything.
15. ar siubal acu, 'going on among them.'
16. droċ amras, 'a suspicion of something wrong.'
21. Ní mór . . . déanaṁ, 'I must make more haste.'
24. ag gabáil amaċ dí, 'as she went out.'
29. i leaṫtaoiḃ, 'aside,' *i.e.*, out of sight.
ċuir sí cluas uirṫi féin, 'she "pricked up her ears"'; listened; *lit.*, 'put an ear on herself.'
29–30. féaċaint an aireóċaḋ sí iad, 'to see if she would hear them.' See 10. X. l. 23.

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—XIII.

1. an focal san, 'that remark.'
14–15. ag baint . . . ċéile, "taking the door from each other"; all pushing to get first to the door.
16. ċóṁ mear agus . . . gcosaiḃ, 'as fast as their legs could carry them.'
21–2. ċuir sí de . . . áit sin, 'she put it as a spell [*pl.* in Irish] upon it not to stir from that place.'
22–3. Ḃuail sí . . . adṁaid, 'She struck a blow with the axe into a block of timber.'
26. fé ġeasaiḃ cruaḋa, 'under stringent bonds.'
27. go ḃfuasgalóċaḋ sí féin iad, 'until she herself should release them.'
31. Ní raiḃ aon ṁaiṫ ann, 'It was of no use.'
32. Ḃí an glas ar an ndorus, 'The door was locked.'

## 10.—THE FAIR WOMEN'S MOUNTAIN.—XIV.

3. go gcríoċnóċaimíd, 'that we may finish.'
10. a ursal na lorgan ḃfada! 'you long-legged tongs!'
13. am' áit féin, 'in my proper place.'
13–14. agus mo ċeann leis an iarta, 'with my head against the hob.'
18. agus mo ḃéal . . . adṁad, 'with my edge stuck in the wood.'

32. ní féidir dom a ḋéanaṁ aċ——, 'I cannot do anything but——.'

34. a ṫromán!—Note that names of inanimate objects are *not declined* for *voc. case.*

36. gan a ḋéanaṁ aċ——, 'not to do anything but——.

39. 'á iarraiḋ, 'asking (it).' See 10 III. l. 17.
ar gaċ níḋ ḋíoḃ, '(of) each of the things.'

40. do ṫeip . . . orṫa, 'every single thing failed them.'

46–7. rud ná raiḃ . . . le déanaṁ, 'a thing that had nothing useful to do.'

47. B'é rud é 'ná uisge na gcos, 'That thing was [no other] than the foot-water'; *i.e.* water in which people had washed their feet.

48–9. is é rud a ḋein sí leis 'ná . . . amaċ, 'what (*lit.* the thing) she did with it was just to throw it out at the door.'—Note the absence of the *def. art.* before rud in the Irish phrase, here and in l. 47, above. And see the peculiar use of 'ná after b'é (or is é) rud é.

56. go raiḃ buaiḋte orṫa, 'that they were beaten.'

